# Aṁráin Ċlainne Gaeḋeal.

(An Ċéad Ċuid.)

Miċeál ⁊ Tomás Ó Ṁáille

do ċruinniġ ⁊ do ċuir síos iad.

"Seasaiḋ le cliú ⁊ ná téigiḋ ar gcúl
Go gcuireamuid fúinn gaċ gárda;
Biseaċ is buaḋ go bfáġamuid go luat.
Is go leagaiḋ Mac Duaċ ar náṁaid." —L. 71.




Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1905.

# Clár an Leaḃair seo.

# RÉAṀRÁḊ.

## AN ĊAOI A ḂFUAIREAMAR NA HAṀRÁIN.

Ṫugamar Aṁráin Ċlainne Gaeḋeal ar na haṁráin seo, mar is aṁráin iad atá ag riṫ le Clainniḃ Gaeḋil ó'n tsean-aimsir sa tír. An t-am ar cumaḋ cuid de na haṁráin seo buḋ aṁráin do'n tír uilig go léir iad, 'sé sin, an fad is ḃí tuile ṁór na Gaeḋilge ag faluġaḋ na tíre ar fad ⁊ sruṫ glan i gcoṁnuiḋe ag tiġeaċt ainnti ⁊ ag tabairt uġdair nua leis i ndiaiḋ a ċéile ⁊ d'á coinneál úr. Aċt ṫáinic an triomaċ mór ⁊ d' isliġ an tuile ⁊ fágaḋ an Ġaeḋilge ⁊ a cuid aṁrán dealḃuiġṫe amaċ i n-a linntreaċaiḃ beaga annseo ⁊ annsiúd i gcuasaiḃ ⁊ i gcúinniḃ ar fud an oileáin.

Tá tarraingt ar ċeiṫre sgóir aṁrán sa leaḃar seo, aċt níl sa méid sin aċt trian de na haṁráin atá i meaḃair na ndaoine ins an gceanntar seo. Seo iad an ċéad ċuid a ṫóigeamar síos ⁊ tá níos mó ná oiread eile cruinniġṫe againn le cur sa dara cuid de'n leaḃar. Tá an tríoṁaḋ trian lé tógáil síos go fóill againn ⁊ ní hé an trian is luġa é. Ní ḋeaċamar amaċ tar ṫórainn an ċeanntair seo ag fáġail éan-aṁráin aca—aċt ceann nó ḋó. Fuair-eamar a mbunáite ó éan-ḟear aṁáin, Tomás Breaṫnaċ atá i n-a ċoṁnuiḋe i nDubaċta i gceanntar Ċorr na Móna. Ṫug seisean oċt sgóir aṁrán síos dúinn, ⁊ tá tuilleaḋ aige, dá ḃféadaḋ sé cuiṁniuġaḋ orṫa ⁊ iad a ṫabairt 'un cruinnis. Sé cinn ⁊ trí ficid de

na haṁráin a ḃí aige atá sa leaḃar seo. Fuaireamar an ċuid eile ó Ṡean-Ṫomás Breaṫnaċ, cé is móide de ċeiṫre cinn a fríoṫ ó ḋaoiniḃ eile ⁊ tá siad sin ainmniġṫe is na nótaiḃ.

Is maiṫ linn ár mbuiḋeaċas a ġaḃáil annseo, mar ġeall ar an luaċ saoṫair a d'ḟéadamar a ṫaḃairt do Ṡean-Ṫomás, leis na daoiniḃ uaisle a ċuidiġ linn go fial le n-a ṫaḃairt dó, mar tá: An Ḃaintiġearna Gregori as Gort Inse Guaire, ⁊ Mac Giolla Páḋraic, Tiġearna Osruiḋe, ⁊ Máirtíneaċ Ṫul' Oiḋre, ⁊ Uilliam Ó Briain an Feirsre, as Teaċ Mag Ealla, Caṫair na Mart. Táimid an-ḃuiḋeaċ freisin do Ṡeosaiṁ Laoide mar ġeall ar a ḟeaḃas ⁊ d'ḟreastail sé do'n leaḃar a fad is ḃí sé d'á ċloḋḃualaḋ, le go mbeaḋ gaċ uile níḋ mar baḋ ċeart ann.

'Siad na haṁráin Ġaeḋilge an crutuġaḋ is iomláine ar ḟeaḃas ⁊ áilleaċt innleaċta ⁊ dúṫċais na nGaeḋeal. Agus má tá na haṁráin iad féin le molaḋ ⁊ má tá onóir ag dul do luċt a ndéanta, ní luġa an t-ómós atá dliġṫe do na fearaiḃ ⁊ do na seanċaiḋiḃ ⁊ do na héigsiḃ Gaeḋilge a ċoinniġ go glan i n-a meaḃair iad le sult ⁊ aoiḃneas do Ċlainniḃ Gaeḋeal. Is maiṫ linn fairnéis ⁊ aṁdaċtáil iomlán do na fearaiḃ sin a ċur síos annseo, i riocṫ is go mbéiḋ beannaċt an léiġṫeora ḋóiḃ, ⁊ a gcáil d'á fairnéis go lá an Luain, 'sé sin, an fad is béas an teangaiḋ Ġaeḋilge d'á sgrioḃ' ⁊ d'á laḃairt ⁊ d'á canaḋ ag fearaiḃ Fáil.

Míċeál ⁊ Tomás Ó Máille.

# Aṁráin Ċlainne Gaeḋeal.



## 1. Cois Leasa Ḃíos go hUaigneaċ.

I.

Cois leasa ḃíos go huaigneaċ
  Ar uair na maidne 'm' éinḟear,
'Seaḋ ḋearc mé an ainnir uasal
  Ḃa suairc ⁊ ba séiṁ í
Gur seasail sí ar an stuaiḋ ċnuic
  An stuaiḋ-ḃean dom' ḟéaċaint,
A raiḃ réalta na caoraċ
  Ins gaċ héan-taoḃ dá clóiḋ.
Ḃí folt go féar ag casaḋ léite
Go cráiḃteaċ ciaraċ stamraċ síos
Ina ḃeartaiḃ 'tiġeaċt le ċéile
  Agus ag fás léi go feoir;
Ḃí na raen-eairc ba ró-ġluise
Ar a héadan gan ċas gan ċríon
Is í ag géar-ċaiċeaṁ gaete
  I dtréar Ṁic an Treoin.

II.

Ḃa geanaṁail í ar a héadan
  Is gan d'éalann uirṫi aċt óige;
Ḃí a malaiḋ ġearra caol donn
  Géar-snuidte i gcló-ċeart,

A leaca ṡleaṁuin réiḋ-ġlan
   Ar éan-daṫ le rósa
Is a béal tanaiḋ beoraċ
   Taoḃ córaċ gan ċam.
Do líon mé ar fad fo peaċtaiḃ cléiḃ
Is ḃioḋg mé mear mar alt na n-éan,
Ċaiṫ mé seal ar staiḋ-ċiúin ċéill
   Agus mé i ngéar-ġean dá clóiḋ,
Gur smaoiniġ mé gur síḋ-bean í
Do ṡíolraiġ teaċ leasa fó mo ḋéint
Nó an ċruinn-ḃean ba cruinn deise
   A ṫug Téirne go Máiġ.

## III.

Níl fios a'm i nÉirinn
Caiḋé an gaoṫ fúinn a ṡeol tú
Nó cad é an páirt ḋé Éirinn
   Ar ar ṡíolraiġ do ṗór-ṡlioċt;
Ní féidir gur tú Éileann
   A ċuir Tréas ar fad faoi ċeo draoiḋeaċt.
Nó Déirdre dá ngéillim
   Ins gaċ n-éan-taoḃ dá clóiḋ,
Nó an ḃean ar ṡil mo ġnaoi le draoi,
Nó an ḃean a ṡnáiṁ na Fiarcaiḋ Finn,
Nó an ḃean ón mbinn do ṫréig Conall tréan
   Seal ina diaiḋ go mór,
Nó an ceárd-ruġ do b' áille
Nó an plannda ba gile
Nó an ġrian-ḃean 'sí d'ḟáguiġ
   Na sár-neasa faoi ḃrón.

IV.

Ní féidir gur tú Éireann
  Nó an ḃean a ḃí ag Mac Tréinḟear
Le ar ċeangal tusa páirt dinn
  Ḋe ḟlioċt Águin ṁóir.
Ḃeannuiġ dúinn faoi ḋúṫraċt,
  Cuir subaċas ar an ḃféinn
I n-éiric ó n-a laoċ mear
  As ḋe léiġead ar mo león.
Mur duine leaṁuin meaṫta tú
Gan spot cuan na ceangal daor
An ḃfuil oinneaċain le finne féiḃ
  Sa té ḋa mbuḋ cóir,
Ina réiḋ-sruiṁ ⁊ 'na tréiṫ-sruiṁ
Agus na céadta ḋe Ċlainne Gaeḋeal
Leigiḋ ċart an ġloine timċeall
  Is siúd críoċ ar mo sgeol.

—Cois Leasa.

---

## 2. An Ċaoin-Róis.

I.

Ta sgoiṫ na luaċraḋ ag fás go buacaċ le haḋarcaiḃ
    na mbó,
Coirce dualaċ ar ṫaltaiḃ truaġa ag fás faoi ḋó;
Clainne súiġte níl gar ḋá luaḋ linn ar an tsráid seo
    níos mó,
Is go ḃfuil na cuaċa ar na crannaiḃ uaisle ag sár-
    seinnm ċeoil.

II.

Dá ḃfeictá an aoileann ar maidin aoiḃinn ag snáṁ
ar an gcuan
A brollaċ sgaoilte ba solas fíor-glan i mbarr na
dtonn,
An eala gléigeal níor ċuiḃe léiṫe páirt a roinnt
Agus codlaḋ oiḋċe do ḃain tú ḋíom-sa é le lá fada
is bliaḋain.

III.

Ag mo ċaoin-Róis tá na naoi n-ór-ḟolt fiġte go féar,
Gaċ dlaoi tréoruṁar ar ḟliġe an eómbra ag fíor-
ċórdaċan léi;
Tá na trí seoid' aici is córta ⁊ is deise ar biṫ faoi
'n saoġal.
'Sí is ró-ġile píop ó Neili ciġe coṁ-ċruinn' ar uċt a
cléiḃ.

IV.

Is beag mo spéis in do ṁaoin ṡaoġalta ná in do
ṡealḃán bó;
Is beag mo spéis in do ṡeirsiġ gléarta—níl ainnti
aċt ceo;
Is beag mo spéis in do ċaileaḋ maorḋa tá laċ buiḋe
crón,
Aċt tá mo ró-spéis in mo Róis gléigil, fad a's ṁair-
feas sí beo.

V.

Ar ċeiḋ na n-innsgiaṫaċ tá an sgata fionn-sgiaṫaċ
go sálaiḃ bróg
Nó an cuiḃe ḋaoiḃ-se an eala aoiḃinn ar ḋeallraḋ
an óir;
Criostal goirmbiaḋ go n-iomruaṫa a ṫriall sí a
b'ḟeárr ciall ḋóiḃ,
Aċt ní mé a ṁill tú, aċt na fir is gaċ conndae
goince nimneaċ is i ngráḋ le Róis.
—Tá sgoiṫ na Luaċraḋ.

## 3. Caiptín Ḃruadar.

I.

Is ar an luing seo, a Ṗaidí Uí Linnsiġ, a ḃím-se ag
déanaṁ bróin,
Ag iosnaiġil ins an oiḋċe ⁊ ag síor-gol 'sa ló,
Aċt anois ó dallaḋ m' inntleaċt
Agus mé i gciantaiḃ ó mo ṁuintir,
Dar m'ḟírinn, is maiṫ a caoinfiḋe mé i gConndae
Ṁuiġ Eo.

II.

Agus dá maireaḋ mo sean-aṫair agam ḃeiṫinn maiṫ
go leor,
Ḃeaḋ buidéal is gaċ láiṁ liom is mé i gcoṁluadar
ban óg.
Meireaċ síor-ól na gcártaí,
Is an dliġe a ḃeiṫ ro-láidir,
Ní i Santa Crús a fágfaiḋe mo ċnáṁa faoi'n ḃfód.

III.

Is a ċomrádaiḋe na dísle, naċ claoiḋte lag atáim,
Is ní mór go dtig liom innsin ḋá dtrian mo ḋuiḃċin
bróin,
Aċt ó's tusa is túirse a ċífeas
A maireann de mo ġaoltaiḃ,
Tabair mo ḃeannaċt sgríoḃta go Conndae Ṁuiġ Eo.

IV.

Is tabair litir uaim go hÉirinn, is má ṫéiḋeann tú
ḋo'n Aill Ṁóir,
Agus aiṫris do mo ġaoltaiḃ go ḃfuil mé faoi ḃrón.
Nuair a ṡíl mé a ḋul dá ḃféaċaint,
Gur gaḃta ḃí mé i ngéiḃeann,
Is naċ aṁlaiḋ a ġeall Mac Dé ḋom a ḃeiṫ i gcian-
taiḃ faoi ḃrón.

V.

Tá sgoil i mBaile Neaṁnaċ ag óig-ḟir is ag mnáiḃ,
Is an té a mbeaḋ dúil sa spóirt aige ba ċóir ḋó a
ṫriall ánn.
Tá toġa 'ċuile ċeoil ann
Dá ḟeinnim ḋo réir nótaí
Agus Paidí ann dá dtreoruġaḋ is dá ḃfoġluim
gaċ lá.

VI.

Tá taoḃ na Ceaṫraṁan Caoile siamsaṁail go leor;
Tá coiliġ is cearca fraoiġ ann go síorraiḋe ag
seinnim ċeoil;

Tá sméarṫa ar ḃarraiḃ craoiḃe ann;
Tá úbla cuṁarṫa buiḋe ann;
Tá géimneaċ bó 'gus laoiġ ann, tiġeaċt oiḋ'l Muire
Móir.

## VII.

Ċaiṫ mé seal mór bliaḋanta go fial fairsing cóir
Faoi ṁór-ċion ag mo ṫiġearna, fad 's leig mé ḋo'n ól.
Aċt aṁáin mur sgartaoi ag fiaḋaċ me
Ní raċa mé ḋá ḃfiafruiġe;
Ní ṫig liom gaḃail go Mar-Uṁaill; tá mo ṗianta
ro-ṁór.

## VIII.

Tá punt is fiċe amuiġ agam i gConnḋae Ṁuiġ Eo,
Is ní raċa mé ḋá n-iarraiḋ ċoiḋċin ná go deo,
Faitċíos go mbéarfaiḋe ṫiar orm
Is go ngaḃfaiḋe i ngeall le fiaċaiḃ mé,
Is go ḃfáisgfiḋe boltaí iarainn ar ḃarr-iallaċaiḃ mo
ḃróg.

## IX.

Ba ḃeag mo ḋúil i n-imirt, aċt ba ṁór mo ḋúil 'san ól—
Trát ċuiṁnigim féin ar ċuid aca 'seaḋ ġnim an donas
mór—
Ḃí sé mná déag is fiċe agam,
Cáitín, Úna is Siorailí,
Is níor ḋóċaiḋe an t-áḋ ḃeiṫ ar ċuid aca ná lom an
donais móir.

X.

Is go dtagaiḋ Cnoc na Cruaiċe ar cuairt go hAḃainn
Ṁóir,
Acaill go Cúl Luaċraḋ ag buaċailleaċt bó,
Go ndéantar Iarla i gCliarṫa
Ḋe Ḋoṁnall beag Ṁac Riada,
Ní feicḟiḋear mé go dtí sin i gConndae Ṁuiġ Eo.

XI.

An té a ḃéiḋeas toir Dia Doṁnaiġ béiḋ aige ugḋar
grinn;
Béiḋ doirsí tiġteaḋ órta dá ḃfórsailt le n-ar linn;
Béiḋ fíon againn dá ḋórtaḋ,
Agus puins 'na ṁugaiḃ bána:
Béiḋ buidéal den ḟíon Spáinneaċ ag na buaċaillíḃ
dá roinnṫ.

XII.

An té ḃéiḋeas toir Lá Ḟéil Ḃriġde 'sé a ċífeas an
spóirt
Ag coṁarsannaiḃ go siodaṁail ag ól fíona 's beoir;
Béiḋ na deoċanna dá líonaḋ
Is na gloiniḋeaċa 'gaḃail timċeall,
'S an té nár geineaḋ i mbroinn, béiḋ cuiṁne aige ar
an ól.

—Is ar an luing seo.

## 4. Béal Áta hAṁnais.

I.

A ṗlúr na gcuaċ, 'sé mo ṫruaġ go buan
   Naċ fúṫ a ḃuail mé i gcleamnas,
Sul dar ṡiuḃail mé Tuaṁain, bailte móra,
   Ag déanaṁ buaḋarṫa 'gus aiṁgar.
Is dána mé ná an dánaċt féin
   Agus is dána an té a ḃí i ndán dom,
Is go hifreann na bpéin dá gcuirfí mé,
   Béiḋ mé a ċoiḋċe ag caint ort.

II.

Dá n-éaluiġinn féin le gráḋ mo ċléiḃ,
   Cé ḃaineann sé ḋo'n Eaglais?
Is ní luġa ná céad dá gcloiġin féin
   A ċraiṫfiḋ siad gan áḋḃar.
A ċuaċ na gcraoḃ, ó luaiḋeaḋ leat mé,
   Ná sgiub de'n tsaoġal go fóill mé,
Is nó go dtéiḋiḋ na spéarṫa duḃ ṫre néaltaiḃ,
   'Na ḋéiḋ sin is tú an réalt eolais.

III.

'Siad na mná óga a ṁarḃuiġ ⁊ a ḃreoiḋ mé
   Agus a ṫarraing mé i n-ól na hoiḋċe;
Ṡladadar mo ṗócaí gan airgead gan ór,
   Agus d'ḟágadar gan coróin ná piġinn mé.

Mo ṁallaċt go deo do éan-ḃuaċaill óg
  A d'ólfaḋ a ḃó nó a ċaora,
Is a liaġaċta teaċ ósta ar fága' mé ariaṁ coróin ann,
  Is ní ḃfuiġinn uata lóistín na hoiḋċe.

## IV.

Ní ḃréag a ráḋ naċ tusa a d'fág
  Mo ċroiḋe in mo lár i n-a gual duḃ,
Ciḋ gur náireaċ an niḋ dom le ráḋ é,
  Tuit bun ⁊ barr mo ġruaige.
A Rí tá ar neaṁ, naċ claoiḋte an galra
  Mé ḃeiṫ ar fad i ngráḋ leat?
Is gur tú mo roġain de ṁnáiḃ an doṁain,
  Agus éaluiġ liom an tráṫ seo.

## V.

Togaḋ na séad, a stóir mo ċléiḃ,
  Agus fuasgail mé ó'n mbuaiḋreaḋ,
Is go mba ḃinne liom do ḃéal ná an lon duḃ 's an céirseaċ,
  Agus iad a ḃeiṫ araon i n-uaigneas.
Do ḃráiġe ba ṁíne ná an eala ar an tuinn
  Is tá gruag do ċinn i n-a dualaiḃ,
Is a ruain mo ċléiḃ, gluais liom féin,
  Agus fuasgail mé ó'n mbuaiḋreaḋ.

## VI.

'Coṁráḋ le mnáiḃ a ḃím-se go gnáṫaċ
  Agus dá dteannaḋ le mo ċroiḋe isteaċ,
Ag seinnim ḃéarsai ⁊ dánta i nGaeḋilge
  Agus lá i n-a ḋéiḋ sin 'mo ċoṁnaiḋe.

'Sior-ṗógaḋ a béil, má b'ḟada an oiḋċe aréir,
Agus 'sior-ċur na mbréag i n-uṁal di,
Aċt grásta Dé, ní bráṫair mé
Ar an tsráid seo Ḃéal Áṫa hAṁnais.

## VII.

Siar ċois cuain liom ⁊ mé go buaḋarṫa,
Tréiṫ-lag suaiḋte sínte,
'Féaċaint uaim ar an spéir ó ṫuaiḋ,
'Géilleaḋ do ġlórṫaiḃ an tsrinnsir;
Níor ḃfada ḋúinn go ḃfacamar long
Ag teaċt go trúpaċ timċeall
Faoi n-a lán-reaċt seoil ag tiġeaċt le cóir
Agus ruan mo ċroiḋe geal innte.

## VIII.

Ḃéarḟainn-se mo ṁóide do ṁnaiḃ Ċríċ' Fódla
Gur bréaga ba ċóir a ċur i n-uṁal dóiḃ,
Agus an dara móide ar ċailín ró-ḋeas
A leigfeaḋ a clóca ar a súiliḃ;
An tríoṁaḋ móide gan aon-ḃean a ṗósaḋ
Go mbainti an eorna faoi Lugnas,
Agus an ceaṫraṁaḋ móide gan sgaraḋ leoḃta
Go mbeiṫeá ar nós éicin cúiteaċ.

—A Ṗlúr.

# 5. An Ḃruinnillín Ṗéacaċ.

I.

A ḃruinnillín péacaċ is tú a ṁéaduiġ an íorna in mo lár,
Is gur b'é ceol binn do ḃéilín a d'ḟág na céadta fear maiṫ leat i ngráḋ,
Do ḋá ṡúil ⁊ do ḃéilín ciuin macánta tláṫ,
Is mór a ṫaiṫniġeas do ṁéin liom is ní éileoċainn leat sgaraḋ go bráṫ.

II.

Is naċ mise an fear cúṫal ag siuḃal cúigí ⁊ gan aiṫne orm ann,
'Cur tuairisg mo stóirín tráṫnóna is go moċ leis an lá.
Ag Dia tá na cuṁaċtaí is níor ṡiuḃail se fear eile níos feárr
Is a stóirín, ná cúl uaim, is gur tú an ċúilḟionn a dtug mé ḋí gráḋ.

III.

Ná pós an fear óg go deo a mbéiḋ aige ḋá ċroiḋe
A mbeiḋeaḋ nóta ċúig bpunt aige ólta o ṁaidin go faoiṫ;
Is má's tusa mo stóirín, seo pós duit amaċ ó mo ċroiḋe,
Is ó ṡiuḃail tú ċoṁ mór sin, tóig lóisdín go leigiḋ tú sgíṫ.

IV.

Ġeoḃfainn toga céile ḋom féin dá mbeinn feileaṁ-
naċ ḋó,
Bean ina léine gan éadaċ, caora ná bó,
Saiḋḃreas na hÉireann is ní hé 'aċ éan-duine a
ḃfeileann sé ḋó;
Is dá mbuḋ liomsa ḋom féin é, ḃéarfainn é ḋo ḟear
an ċroiḋe ṁóir.

V.

Ḃí mé i gcion ṁór ag mo stóirín seal fada de'n
tsaoġal,
Is ṡíl mé go deo deo naċ dtóigfeaḋ sé na caṫuiġṫe
ḋíom.
Ḃéarfainn mo ṁóide ar mo ġlúinib, ṡul a d' éireoċ-
ainn in mo ṡuiḋe,
Gur b'é a ḃain díom an óige an pósaḋ, is gur ḋuḃ sé
mo ċroiḋe.

VI.

Nuair a tiocfas an Ḃealtaine, fásann barr glas ar
an ḃféar
Agus nuair a tioċḟas an samraḋ béiḋmuid ag éis-
teaċt le ceol binn na n-éan.
Tá crann ins an ngáirdín a ḃfásann air bláṫ na suġ
craoḃ,
Is béiḋ mo stóirín ar láiṁ liom ó n-a máiṫrín, má
ṫigeann liom é.

VII.

Is a stóirín mo ċléiḃ, 'sé mo léan naċ ḋom tá tú i
ndán,
Is go luaiḋtear na céadta le ċéile naċ bpósann go
bráċ.
Nó go n-aṫruiġiḋ na sléiḃte is go dtréigiḋ an eala
a cluṁaċ bán,
Ní innseoċad go héag ḋuit cia'n péarún a dtug mé
ḋuit gráḋ.
—A Ḃruinnillín Ṗéacaċ.

---

## 6. Peadairín Ṗáḋraic.

I.

Is naċ mé ḃí go treoraċ tráṫnóna ag tiġeaċt 'un an
tiġe
Gan stoca, gan bróga, gan cóta, gan cuma, ná caoi!
Ċonnaic mé mo stóirín dá pógaḋ ag fear a ċois tiġe,
Agus ċuit an sruṫ deor uaim is ḋeaṁan mórán nár
ḃriseaḋ mo ċroiḋe.

II.

Ag dul annseo aniar dam Dia hAoine ó Ċalṫa na
mbád,
Casaḋ ḋom Ḃrigid is buiḋ í an ċraoḃ i uilig ar na
mnáiḃ,
Labair sí caoiḋeaṁail lágaċ síodaṁail ciúin macánta
tláṫ,
"Gaḃ isteaċ 'un mo ṫiġe-sa, is má tá do ṁian ann,
caiṫfiḋ tú a ḟágail."

III.

Is a Ṗeadairín Ṗáḋraic, mo ġráḋ tú, cá ḃfuil tú ag
tiġeaċt?
Fill ar t'ais i mbáireaċ is bíoḋ do ġaolta leat ṫoir
7 ṫiar;
Bíoḋ an sagart leat go cinnte 7 ceann siamsa an
fuisgí a lán,
Is mur dtigiḋ tú caoiḋeaṁail, díbreóċar mise ar do
ḃáirr.

IV.

Is naċ ar Ṁéaróig ḃí an t-áḋ an lá luaiḋeaḋ léi
Paitsín ar dtúis?
Tiocfaiḋ Diarmuid i mbáireaċ, a ḟáḋ aige, a ḟiséal 's
a ṫuaiġ,
Go ndearuiġiḋ sé an bád, is go n-árduiġiḋ sé an
aindir ṫar cuan;
Béiḋ na hóigfir uilig cráiḋte is gan áireaṁ ar
Ṡeáġan Ḃreaṫnaċ tá i nguais.
—Is naċ mé ḃí go treoraċ.

---

## 7. Béal an Áṫa Buiḋe.

I.

Sgríoḃfainn 7 léiġfinn leaḃar Gaeḋilge,
Giḋ gur milis é a ḃlas,
Agus ḋéanfainn céaċta Gaeḋealaċ
A réaḃfaḋ an t-iomaire ar 'fad;

Ḋéanfainn teaċ téagair
  Ḋo mo ċéad searc is ḃréagfainn í seal;
Agus fear ar mo ċréarċaiḃ,
  Ḋeaṁan a' ḟéidir, nó d' éalóċaḋ leis bean.

II.

Agus buaċaill caol árd tá in mo ġráḋ,
  Agus é lom tanaiḋe cruaiḋ.
Bíonn a ṁuintir dá ḋíbirt
  Gaċ oiḋċe dá dtéiḋeann sé ar cuairt.
Béal an Áṫa Buiḋe
  Agus bíod sé breac ballaċ le buaiḃ,
Is go dtiuḃrainn gan maoiḋeaṁ
  Ḋo mo ṁian é, faoi ṁalaiḋ an Cnuic Ruaiḋ.

III.

Is iomḋa áit ḟánaċ
  A ndearnaiḋ mé leat mo ḟeirsgéal,
Ċois claiḋe, ċois bearnan
  Agus i lár an ṁaċaire réiḋ.
Tá arrainn go cnáṁ
  Is gaċ áit díom go barraiḃ mo ṁéar,
Is nár ḟágaiḋ tú na gnártaí,
  Má's áil leat bean eile aċt mé.

IV.

Agus i mbun an ċrainn uḃall
  Tá tús ⁊ deireaḋ mo sgéil,
A ṡiuḃailfeaḋ an drúċt
  Is naċ mbrúiġfeaḋ aon ribe de'n ḟéar.

Dá bpósainn tú, a ṗiúirín,
Ḃeaḋ triúr ⁊ ceaṫrar 'mo ḋéiḋ;
Ḋá dtéiḋis le cuṫaċ,
Is tú suan ⁊ gráḋ geal mo ċléiḃ.

V.

"Ġeoḃfaiḋ mé bás
Le gráḋ do leagan do ṡúl,
Agus ġeoḃfaiḋ mé bás
Le gráḋ do ḋeallraḋ do ṡnuaiḋ;
Ġeoḃfaiḋ mé bás
Le gráḋ do'n dá ċois atá fút;
Agus ġeoḃfad seaċt mbás
Má fágann aon fear eile uaim tú."

VI.

Tá siad dá ráḋ,
Go ḃfuil gráḋ ag m' amsín dom féin,
Agus ar nḋó', má tá,
Mo ċráḋ! ní misde liom é!
Naoi n-oiḋċe, naoi lá,
Naoi dtráṫ ⁊ éan-tseaċtṁain déag,
Ḃí mé 'gus mo gráḋ
Ag siuḃal fásaċ ag piocaḋ sug craoḃ.

—Sgríoḃfainn.

## 8. Bidí deas na bPéarlaí.

I.

Agus a Ḃidí deas na bpéarlaí,
A ċiuin-ḃean múinte ṁaorga,
Beirim féin an ċraoḃ
 Agus an bárr duit
Le oineaċ ⁊ le féile,
Le stuaim ⁊ le céill ṁaiṫ,
Agus nac aoiḃinn do'n té
 A ḃfuil tú i ndán dó?
Tá iomad fear i ngéar-ḃruid
Ag súil le teaċt ḋo t' éiliuġaḋ—
A ṗlúr na mban ⁊ ní bréag
 Atá mé a ráḋ leat—
A ġlacfaḋ leat mar ċéile
Agus naċ n-iarrfaḋ aon ṗiġinn spré leat,
Mar is aingeal tú tá naoṁṫa
 Ar Párrṫas.

II.

A Ḋia nár láġaċ an treoid í
Ag an bpobal Dia Doṁnaiġ—
An té a ḋearcfaḋ í mar ba cóir
 Ina cuid éadaiġ—
Is go mba ġile a píop 'sa córda (?)
Ná an eala ar na cóstaiḃ
Is ná an sneaċta a ḃeaḋ 'na ṗlóċta
 Faoi ṡléiḃtiḃ.

B'ḟearr le fir i m'eolas
An ḟaoileann a ḟáġail le pósaḋ
Ná saiḋḃreas Ríoġ Seoirse
Le céad bean,
Is go ḃfuil soillse ḃreáġ ó'n nglóire
Ina brollaċ ag déanaṁ eolais
Is gur ar flaiṫis mar réalt eolais
A triall sí.

III.

Is a Ḋia, naċ beag an t-iongnaḋ
A ḟeaḃas ⁊ ṁol mé an ḟaoileann
Mar tug sí craoḃ na tíre
Léiṫe ar ḃreáġaċta!
Níl aon-ḟear a ċíḃeas í
Naċ dtugann searc is gnaoi ḋí
Is níor ḃfada leoḃṫa an oiḋċe
A ḃeiṫ ag caint léi.
Tá lasaḋ na gcaora caorṫann
Ina leacaiḃ is gile ṁíne,
An té a ḋearcfaḋ í go grinn
Ina deallraḋ.
Aċt is aingeal í tá naomṫa
Ar na flaiṫis a ċeap Críosta,
Gur fágaḋ ar an saoġal í
Mar áilleán.

—Agus a Ḃidí.

# 9. An tSail Ċuaċ.

I.

Na hiasgairí tráṫ ṡeolas ar Ġaillim le ceann fóirse
  O Conaill, ciḋ ba ṁór é a cáil-se,
Ní ḃead sí ag Ceann Ḃóirne i n-aġaiḋ stoirm ⁊ feóċain,
  Go ḃfeisdoiġtí Ḃláṫ na hÓige istiġ i n-Árainn.
Tá draft ag Páḋraic Seoiġe ar ṡaorṫaiḃ Críċe Fódla,
  Is ní comórtas do ṁórán 'san áit é,
Mar is é nár ċlis a ṗóca ariaṁ i dteaċ an ósta—
  Is iomḋa fear ar fóġnaṁ a ċrait láiṁ leis.

II.

'Sé Páḋraic Seoiġe an ceardaiḋe, ḃeirim féin an
    ḃárr dó,
  Go paiteanta ag cur áḋmuid le ċéile.
'Sé a rinne an glan-ḃád a fuair molaḋ ar na dáintiḃ
  Agus innseoċaiḋ mé páirt dá tréarṫaiḃ.
Rupaḋ sí coiṁ láidir i n-aġaiḋ fairrgi 'gus gála
  Is go ḃfliuċfad sí gan aiṁreas na réalta,
Aċt níl maiṫ ar biṫ in mo ráiḋtiḃ, le a airde is ḃíonn
    sí ag cáṫaḋ—
  Tigeann sé 'na ḃáisdeaċ ins na spéarṫaiḃ.

III.

Ḋá ḃfeicctá an tSail Ċuaċ, an tráṫ tig sí ar na cuan-
    taiḃ,
  A braṫaċa breáġ uasal léiṫ' i n-áirde.
Tá sagairt is mór-uaisle teaċtain faoi n-a tuairim,
  Mar ṡáruiġ sí ar luas an ġaoṫ Ṁárta.

Ní iarrfaḋ maidí ráṁa ḋá seolaḋ a-ḃaile i n-am,
Agus baḋ ċuma léiṫe gála nó téigleaḋ,
Is gur geall le obair plána gac uile ṁíle ball di—
Sgaraċa a ċuid áḋmuid is níor léar ḋuit.

## IV.

Cuirim-se an tSail Ċuac ar ċuimriġe Dé is Ṁic Duaċ,
Mar is í an bád is deise múnla dár dearnaḋ,
Is tá an sonas ar na sluaiġtiḃ, an tráṫ ṫig sí ar na cuantaiḃ,
Agus an fóġṁar ag fás suas dúinn go háluinn.
Tá báid an Iarla buailte, sin ⁊ na sluaiġte,
Agus an ċuid a b'feárr de ṡiúicéaraiḃ Ċinn-tráile
Is gur b'é r'd duḃairt an Breaṫnaċ liom-sa, deaṁan suim aige 'na gcúrsaiḃ
Aċt oireaḋ le ġeal púcáin ar Bearnain.

## V.

Lá na gaoiṫe móire ḃí mé innte ag seolaḋ
Is béiḋ cuiṁne agam go deo ar an am sin;
Ḃalóċaḋ sí Ceann Bóirne go raċmallaċ le ceo,
Ag na fairrgiḃ a ṫóigfeaḋ sí i mBearnain.
Nuair a cuirtear Long Ríoġ Seoirse 'na luiġe aige le teann fóirse,
Sin é an uair is sbóirteaṁla an máiġistir—
'Sé r'd duḃairt sé liom go dóċasaċ, "Lom isteaċ an scód;
Ní hionann 'Bláṫ na hÓige' is na báid sin."

—Na hIasgairí.

## 10. An Caisdeaċ Bán.

I.

Ṫug mé an ruaig údan ó ṁullaċ na Cruaiċe
  Ċugat anuas 'un an tSléibe Báin
Ar ṫuairisg mo ċailín a d'ḟág m' intinn buaiḋearta
  Agus rinne sí gual duḃ ḋe mo ċroiḋe in mo lár;
D'at mo ġuailli go sniuċ mo ċluasa
  Agus fuair mé fuasgraḋ glan géar ó'n mbás,
Is níl duine dá gcualaiḋ mo sgéal an uair sin
  Naċar ḋubairt go mba truag boċt an Caisdeaċ bán.

II.

Ar ċeann an staiġre tá plúr gaċ maiġdean—
  'Sí siúd meiḋreoġ an ḃrollaiġ ḃáin.
Is truaġ naċ liom í gan buaiḋ ná punt í
  Is í ḃeiṫ gan ċunntas liom ar láiṁ.
Ḋéanfainn teaċ mór ḋi ar ṡúil an ḃóṫair
  Agus ċuirfinn cóirte faoi n-a clainn,
Is a ċuilín eomra, ḋá mbliġteá bó ḋom,
  In do ċeangal foġṁair ní ċuirfinn suim.

III.

Naċ aisteaċ an réasún le gur ċuir tú i gcéill dom
  Naċ ḃfásfaḋ an féar tríd an talaṁ aníos,
Naċ ndéanfaḋ an ġealaċ solas do Éirinn
  Is naċ lasfaḋ na réalta i dtús na hoiḋċe?
Níl bríġ ná spreacaḋ i dteas na gréine
  Is go snáṁaiḋ na héisg ar an muir gan braon;
Is go n-éiriġiḋ na tuilte ċoṁ hárd leis na sléiḃtiḃ
  Go deo ní ṫréigfiḋ mé grá mo ċroiḋe.

## IV.

Agus ḃí mé sealaḋ ag foġluim Béarla,
  Agus dubairt an ċléir go mba ṁaiṫ mo ċaint,
An ḟad úd eile gan onnra céille
  Aċt mar na héinínib faoi barr na gcrann ;
Amuiġ 'san oiḋċe gan fasgaḋ ná dídean,
  Agus sneaċta dá ḟíor-ċur faoi íoċtar gleann ;
'Gus a ċúilín donn-deas ar ċaill mé na grádaiṁ leat
  Nár ḟágaiḋ tú na gráistí, mur n-éaluiġir liom.

## V.

Ḃí mé i sgoláirte go ham mo ḃeárrṫa
  Agus ins an árd-sgoil ar feaḋ ċúig mbliaḋan
Go ḃfuair mé oideaċas ⁊ coṁairle o'n Eaglais
  Aċt faraor cráiḋte, a ḃris mé tríd !
Is ríoġ-ṁór m'ḟaitċíos roiṁ Ríġ na ngrásta
  Naċ ḃfuil sé i ndán go dtiocfaḋ saor,
Mar is mó mo ṗeacaiḋ ná leat Ċruaċ Ṗádraic
  Mar ġeall ar ġráḋ a ṫug mé do inġin ṁaoir.

## VI.

Siúd í ṫarainn í an eala bán-deas,
  Agus í ċoṁ gléasta le bean ar biṫ ;
Truaġ mar geineaḋ í i mbruinn a máṫar,
  Mar is le hagaiḋ mo ḃáis a rugaḋ í.
Níl bun cibe ná tulán timċill
  Ná gleanntán aoiḃinn a mbíonn mo ġráḋ,
Naċ ḃfuil ceol dá ṡeinnim ann de ló is d'oiḋċe
  Is go ḃróiriḋ Críosta ar an gCairdeaċ Bán !

## VII.

Aisling ḃréagaċ a faċtas aréir ḋom
  Go raiḃ mé 'm' aonraic ar leabaiḋ ċluṁaċ,
Go dtáinic an spéir-ḃean is gur ḟín sí taoḃ liom—
  Ḃa deise féaċaint ⁊ leagan súl.
Ḃí cum mín cailce aici mar ċoinnill léimnige,
  A folt go féar léiṫe ag fás go dlúṫ;
Ḃí an ḃráige ba gile aici ná an sneaċta ar ṫaoḃ cnuic—
  'Sí a ḃáirig mé agus na céadta liom.

## VIII.

Aisling ḃréagaċ a caiṫcear aréir ḋom,
  Agus ġeit sí mé ṫrí lár mo ṡuain,
Go raiḃ aindirín ċaoin-ḋeas na gcíoċa cruinn-ġeal
  Sínte síos liom taoḃ ar ṫaoḃ.
Ar iompóḋ ṫarm ḋom go tapa lúṫṁar
  'Un breiṫ ar ċúl uirṫi ḃí tanaiḋe tréan,
Ní ḃfuair mé agam ann aċt binn do'n trúpa
  Agus d'ḟáguig sin brúiġte mé le mo ṡaoġal.

—Ṫug.

---

# 11. Ḃáitéar Óg a Ḃláca.

## I.

Réir mo ṁeas' daoiḃ is mo ráiḋte,
Níl fear ar biṫ le fáġail
Coṁ maiṫ le Ḃáitéar A Ḃláca
  A ḃí i n-Órán.

Is fada is is geárr
A ċuaiḋ a ṫeastas is a ċáil
Ar na sealgairiḃ a b'ḟeárr
Bí i gCríċ Fódla.,
Dá dtugaḋ Rí na ngrást
Do Ṁinor riar a ċáis
Ba beag aige é státa
Ríoġ Seoirse,
Is gur b'é an rug a ḃí ins an gcnáiṁ
A d'ḟáguiġ oineaċ ins an láiṁ
Agus capṫannas gaċ tráṫ ann
Is cóptas.

II.

Níl sionnaċ ruaḋ 'sa tír
A ḋéanfaḋ áirneán oiḋċe
Ná a ṁarḃóċaḋ uan ná caora
Ar an gcoṁarsain
Naċ raiḃ miotamas leis sgríoḃṫa
Go Blácaċ Ṫuat na Craoiḃiġe
Agus 'fuimiseán' sa tír
A'inn go fóill air.
A ġaḃair a ḃeiṫ leigṫe líoṁṫa
Ar maidin Diardaoin
'Sé an breiṫeaṁnas a ġníomuis
I gcóṁnuiḋe;
A seolaḋ linn síos
Go páirc na Cloiċe Maoile
Agus ar ṁullaċ Ċnoc na Craoiḃiġe
Tá a ṫóruiġeaċt.

III.

Níl éan-ġiorrḟiaḋ crúbaċ
Ó Ġailliṁ go Cill Ċonla
Nó ar sin suas
Go hAill Ḃaoi Ḃeárra,
Ṫart go Páirc an Dúna
Nó ar sin go Ceaṫraṁa an Ḃrúnaiġ,
A ṫiocfaḋ ar a ċuairt
'Un na háite,
A d'iosaḋ aon sprúille
Ar maidin ins an drúċta
Naċ n-íocfaḋ sé go dúbailte
An ṗáiġe,
Naċ mbeaḋ na foililiú
'Na ḋiaiḋ ar maidin Luain
Go gcuirtí é ar bord
Ag Sur Ḃáitéar.

IV.

Is dá bfeictá sgoṫ na mḂlácaċ
Ar maidin Luain Cásga
Ag siuḃal taltaí Ġleann na Sgáile
Go ceol-ḃinn,
Is go mbuḋ ḃinne liom go mór
Na gaḋair ar maidin ċeo
Ná an ḃeann a ḃí ag Rí Seoirse
Dá séideaḋ.
Ḃí a ġunna aige 'na láiṁ
Is é ag éirġe suas go hárd

Is an sionnaċ ruaḋ ḋá ḟáinniuġaḋ
    Insna bóiṫriḃ,
Is gur ag droiċeaḋ Ḃaile an Ċláir
Nionntuiġeaḋ é go h-árd
Agus ċruinneadar a ċnaṁáil
    Ag leaċt Ṡeoirse.
—Réir mo ṁeas'.

## 12. Seáġan Ó Ciarḋuḃáin.

I.

Ar an meáḋon lae Dia Doṁnaiġ
'Seaḋ d'éag sé an t-óigḟear—
Buḋ é sin an sgéal brónaċ
    Le n-aiṫris ḋá lán.
Dá mbeaḋ maiṫ ḋúinn ag caoineaḋ,
Ní sguirfeamuis ċoiḋce;
Aċt a Ṡeáġain óig, 'sé mo ḋiṫ tú
    Ḃeiṫ sínte faoi'n ḃfóḋ.

II.

Tá do nuaḋ-ċulaiṫ ṗósta
'Teaċt a-ḃaile Dia Doṁnaiġ;
Tá glas buiḋe de'n ór buiḋe
    Ar do ċónra geal-ċlár;
Tá ribíní de'n ḃéabar
Ar do ṡoċraoid is í gléasta
Agus a Ṡeáġain óig, 'sé mo léan tú
    A ḃeiṫ 't' aonraic faoi 'n ḃfóḋ.

III.

Tá na caoiriġ ag méiḋleaċ
'Teaċt a-ḃaile 'na dtréadtaiḃ.
Tá na loilġeaċa ag géimneaċ
Is gaċ éan-níḋ ar fán.
Tiocfaiḋ an ruaḋ-ġéimneaċ
Ar ḃuailtiḃ breáġa an Ṁéitrir
Is le cuṁaiḋ i ndiaiḋ croiḋe na féile
Ní ḟásann féar ar Ċluain Ḃáin.

IV.

Is truaġ liom bean an Ṁéitrir,
Agus is dá ṫruaġ liom í 'na ḋéiḋ sin,
Is cia'r b'iongnaḋ, dá bpléasgaḋ
An croiḋe tá 'na lár?
Mar is í a ċaill an péarla
De ḟíor-sgoiṫ na féinne
Agus duḃṡlán feara Éireann
Gur bréag tá mé a ráḋ.

V.

Is fada fairsing í do ḋúiṫċe,
Do ċuid eallaiġ ⁊ do ċúirt ḃreáġ,
Is tá mil ṁeaċ ag giosgaḋ
Faoi ḃarraiḃ na mbláṫ;
Do ċuid eaċraiḋe ⁊ do ċóiste
A ḃí fuaiġte le ór buiḋe;
Agus dá mbeiḋinn m'ḟear fáirneis,
Is maiṫ a ḃéarfainn ṫú ó'n mbás.

VI.

Tá Brúnaiġ ⁊ Dálaiġ
Agus Séamus Ruaḋ a Bláca;
Tá ar Méitris croiḋe, mo ṁáiġistir,
  Ag sileaḋ na ndeor.
Bí iarlaí ⁊ tiġearnaí
Ag súil leat mar ċliaṁain.
Cnoc Meáḋa, fágaim siar tú
  Gan fear fiaḋaċ ná spóirt.

—Ar an meáḋon Lae.

## 13. Séamus Ṁac Giolla Dé.

I.

Tá Cos Loċa gan pléisiúr
  Ó d'éag seisean, Séamus óg,
Bláṫ na fola ba tréine
  Agus an ceannphuirt ba ṁó.
Bí an troineanntaċt i gclár a éadain;
  An féile ariaṁ 'na ċroiḋe is an spóirt;
Ó'n doṁan go dtug sé an ċraoḃ leis
  Is níor ḃ'iongnaḋ é, ar ndóiġ.
Níl písre ar biṫ i nÉirinn—
'Sé a ṁeasaim féin—i n-éifeaċt
Naċ dtiocfaḋ seal ag aeḋcar leis
  Nó ag seilg os a ċoṁair.
Tá gnaoi 'gus gean Síl Eaḃa air
An méid mar taṫuiġ a ṫréartaí;
Tá ceannas ann dá réir sin
  Is urraim faoi n-a ċoṁair.

II.

Tá aḋḃar gol' is caointe
  Ag na míltiḃ i ndiaiḋ Séamuis óig;
Cailleaḋ é Dia hAoine
  Is ní feicfiḋear é arís beo.
Is fíor nár ṁeall an saoġal é
  Ná níḋ ar biṫ eile fós;
Ḃí sé flaiṫeaṁail fial
  Agus é ina Ċríostaiḋe breág cóir;
Ḃí branndaí, lionn is fíona,
Biaḋ is deoċ gan iongantas
Ina ṗárlús geal a ḃíod sé
  Ḋá roinnt ag go leor;
Is gaċ ordugaḋ eile faoi sin,
Ina ċistinig dá mblaoiḋtear,
Agus ḃí na daoine boċta buiḋeaċ ḋó
  Faoi ḋídean a ṫaḃairt dóiḃ.

III.

Ta mór-uaisle na cúige
  Go dub-ċroiḋeaċ anois faoi léan,
I mbuaiḋreaḋ 'gus i gcuṁaiḋ
  I ndiaiḋ Séamuis Ṁic Ġiolla Dé.
Síneaḋ i dtumba dúinte é
  An bliaḋain úr ṫar éis na n-oċt gcéad déag,
Is tá 'anam geal, tá súil a'm,
  Faoi ċuṁaċta Ṁic Dé.
Is céard a déanfas teaċ na cúirte
Gan ceannṗuirt lá na cúise,

Ó cailleaḋ é, an ċraoḃ ċuṁarṫa
  D'ḟearr orduġaḋ ⁊ méin?
Mar is é nać dtug is nać dtiubraḋ
A toil ar olc a ṁúsglaḋ—
Ċaiṫ sé a ṡaoġal go cliúṫaṁail
  Is ḃí cuṁaċt aige dá réir.

## IV.

Dia Doṁnaiġ i ndiaiḋ an ḟoġṁair
  Ċuaiḋ cónra Ṡéamuis óig 'sa gcré;
Ḃí sí déanta mar ba ċóir dí
  Is ba duḃ-ċroiḋeaċ an sgéal.
'Sí a ḟoċraoid a ḃí go brónaċ
  Ag sileaḋ na súl go réiḋ,
As an band ag seinnim ċeoil dó
  Lé cuṁaiḋ ṁóir 'na ḋéiḋ.
Ḃí coisiḋṫe, marcaiġ, is cóisṫí
Go líonṁar ar na bóiṫriḃ
Ó Ċos Loċa go Ḃaile an Róḃa,
  Is 'un an teampaill ḃí a dtriall,
Gur síneaḋ i dtom bun leoṁain é,
Is gur sgiub an bás go hóg é,
Aċt ag feiṫeaṁ Ríoġ na Glóire,
  Go raiḃ a anam geal gan ṗian.

—Tá Cos Loċa.

## 14. Sicíní Ḃriġid Éaḋmuinn.

I.

Is a gcuala siḃ nó a ḃfaca siḃ
Ean-sgrios ag teaċt go hÉirinn
Mar rinne maḋaḋ Tomily
Ar ṡicíní Ḃriġid Éaḋmuinn?
Ṫáinic sé isteaċ ar faltanas
Lá is í ag gléas a mbricfasta
Gur ḃain sé an ceann gan aireaċtáil
Ḋe ṁáṫair an dáréag ḃoiċt.

II.

D'ḟáguiġ sin faoi leaṫtrom iad
Ag sgreadaiġ agus ag geár-ġol,
Dá sgapaḋ ar fud na ngarranta
Ar gan sop aca ná téagar.
Mur dtéiḋiḋ siad ins an Sather-house
Nó ionntoḋ leis na Protastúin,
Níl éan tsliġe ó ṅeaṁ aca
Aċt a ḋul ag iarraiḋ déirce.

III.

[An maḋaḋ]:—

“Is a ċoṁarsanna na gcarad,
Ná géilliġiḋ do Éaḋmonn.
Raċaiḋ mé 'un an ṗobail
Nó go ḃfáġaiḋ me ‘comadaetion’

Gur coileán múinte socair mé
Lá tosaiġ sí ag cur ċogaiḋ orm
Cailleaċ as Críċ Loċlannaċ
  Is í ag molaḋ Prasbitéarans.

IV.

" Ḃí mé ag gabail an ḃaile seo
  Is ṫáinic mé isteaċ tiġ Éaḋmuinn,
Is ḃí cailleaċ a ċos na teineaḋ ann
  Is í 'gaḃail ṫrí leaḃar Fraoiméirin.
Ní túisge ḃíos 'mo ṡeasaṁ ann
Ná laḃair sí go haḃuiġte :
" Are you a Roman Catholic
  Or what's your occupation ? "

V.

" Ní ḃfuair mé mórán sgoláireaċt
  Ná oideaċas ar Ḃéarla,
Aċt gur ġaḃ mé ṫríd an ' Spelling Book '
  Is gur léiġ mé beagán Gaeḋilge.
Ní raiḃ mo ṁuintir acṁuinneaċ
Is d'ḟág sin mé réir na haimsire
'Gus 'un Aifrinn ḃíos mo ṫarraint
  Nuair annaṁ téiḋim i n-éan-áit."

VI.

" Diúltuiġ do na hAifrinn
  Agus séan an creideaṁ Gaeḋealaċ ;
Ioinntuiġ leis na Protastúin
  Agus léiġ an recantation.

Tá fiúntas ann do t'ḟamily
Agus balaċtáil duit ṫairis sin,
Agus ġeoḃfair post ó ġovernment
  Níor ḃ'ionann sin is créatúr.

VII.

Nuair a ṫéiḋim-se ag taḃairt mo ṫuruis,
  Ní hé ag sagart é ná ag bráṫair—
Ní 'coṁráḋ leis na cosaiḃ ḃeiṫinn
  Is an ceann a ḃeiṫ i láṫair—;
Baḋ leor ḋuit ráḋ le leanaḃán
Le óinsiġ nó le amadán;
Ní ġéillim ḋo do ṡeanmóir
  Is ní ċreidfinn béal an Ṗápa."

VIII.

"Má léiġeann siad na paidreaċa,
  Baineann sin dá nduty.
Ní miad a ċuirfeaḋ aṫruġaḋ air,
  Mar'b ionann sin is Liútar.
Ḋiúltuiġ sé do ġrástaiḃ Dé,
Is ċuir sé suas do'n tsacraiméid;
Ṡéan sé corp an tSlánuiġṫeora,
  Mar rinne an gadaiḋe Iúdás."

IX.

Naċ mór an peacaḋ marḃ
  Mo ċroċaḋ ná mo ċéasaḋ
Mar ġeall ar ċailliġ ḃradaiġ
  De Loċlannaċ as Éigipt.

Nuair a táinic sgéal ar Sasana
Gur buaiḋeaḋ le Ó Conaill dligeaḋ
Cailleaḋ leis an aicis í
Lá a friṫeaḋ an "'Mancipation."
—Is a gcuala siḃ.

## 15. 'Sé Fáṫ mo Ḃuaḋarṫa.

I.

'Sé fáṫ mo ḃuaḋarṫa naċ ḃfáġaim ceaḋ cuarta
'Sa ngleanntán uaigneaċ a mbíonn mo ġráḋ;
Bíonn mil ar luaċair ann ⁊ im ar uaċtar
Is go tús an ḟuaiċt a ḃíos na crainn faoi ḃláṫ.
Níl gaoṫ a dtuaiḋ ann, níl fearṫainn buan ann;
Tá calṫaḋ is cuan ann ag luing as ag báḋ;
Tá tuilleaḋ buaiḋ ann, níl turus na Cruaiċe ann,
An té a ḋéanfaḋ suas le n-a ṁuirnín bán.

II.

Ní ar sliaḃ ná ar mínleaċ tá stór mo ċroiḋe-sa,
Aċt ar ṫaltaiḃ aoiḃinn a dtig torṫaí ar ċrainn
Bíonn an ċuaċ go haoiḃinn ar ḃarr na craoiḃe ann;
Tá an ċruiṫneaċt ṁaol ann is an coirce bán.
Bíonn an fiaḋ is a laoġ ann, tá bric 'na sgaoṫ ann;
Tá an eala go haoiḃinn ar an loċ is í ag snáṁ;
Tá an ṁeaċ láġaċ críonna ina neaḋ go díonṁar;
Tá an coileaċ fraoiġ ann, an ċearc is a hál.

III.

Is ar sliaḃ go cinnte atá stór mo ċroiḋe-sa,
Is ní ċodluiġim oiḋċe aċt ag déanaṁ bróin,
'Sí cum an tsíoda í; 'sí méara mín' í;
Béal tanaiḋe dílis ⁊ ṁeall sí a lán.
Ba binne liom uaim í is na gleanntaiḃ ar uaigneas
Ná ceileaḃar cuaiċe is ná ceol na n-éan,
Is go mb'ḟearr liom ó'n uair sin, dá mbuḋ liom an stuaiḋ-ḃean,
Ná láṁ i n-uaċtar ar Ċlainne Gaeḋeal.

IV.

Ṡíl mé, a stóirín, mar ḃí tú óg deas,
Go ndéanfá foġluim ar éalóḋ liom;
Is naċ ḃfuil traċnóna ná maidin foġṁair,
Naċ tú an réalt eolais a ḃí ag gaḃail róṁam.
Ag siuḃal na móinte is na gcoillte clóḋṁar,
Ní ḃeaḋ orm brón ná duiḃċin croiḋe,
Aċt mé ḃeiṫ pósta le mo ṁíle stóirín,
Is mo láṁ go bródaṁail ar a ḃrollaċ mín.

V.

Is a ruain is a ċéad searc, a' ḃfuil tú ag éisteaċt
Le gaċ éin-níḋ dá ḃfuil mé ráḋ?
Is dá mbeiḋinn mo ċléireaċ ċoṁ maiṫ le Faelean,
Ar leaṫ do ṫréarta ní ḟéadfainn traċt.
Breoiḋ tú mo ċroiḋe istiġ ḋe ló is ḋ' oiḋċe
Ó, a Ḋia dílis, naċ claḋarta atáim?
Mé a ḃeiṫ i ngráḋ le plúr na mban mánla,
Agus mo ċroiḋe dá ráḋ liom naċ ḃfuil maiṫ dom ann!

—'Sé Fáṫ mo Ḃuaḋarta.

## 16. Aoḋ Óg Ó Ruairc.

I.

Ar maidin Dia Luain
'Sa drúċt 'seaḋ rinneaḋ an feall
Ar an Ruairceaċ breáġ múinte,
Agus ní cliú é, a ċailleaḋ le dall.
An té a ṡiubail na cúig cúigí
A ṡamail ní raiḃ i bfus ná ṫall,
Agus a Aoiḋ óig Uí Ruairc,
'Sé mo ṫruaiġ é do ṡrait a ḃeiṫ ar lár.

II.

Brón ort, a Éaḋmuinn Tá,
Naċ dtáinig ċugainn ar cuairt,
Go dtóigtá de láiṁ
An cás úd le'r cailleaḋ Ó Ruairc.
Muir bḟágamuis ó'n mbás
Aċt spás ba giorra ná uair,
Ḃeaḋ Pirsḃil ar lár
Is ní ḃeaḋ sráid Ḃaile an Ċurraiġ faoi ġruaim.

III.

Tá smúit ar an spéir
Agus ní éirigeann an ġealaċ gan smál;
Níl teas ins an ngréin
Agus ní féidir le meas ar bit fás.
Ní ġoirfiḋ an ċuaċ
Faoi ḃruaċ an leasa go bráṫaċ
Ó cailleaḋ Ó Ruairc
A raiḃ an buaiḋ aige ar ḟearaiḃ Criċ' Fáil.
—Ar maidin.

## 17. An Fear Ceoil.

I.

Agus ó's tusa an fear ceoil a ṡiuḃaileas go leor,
Fág tusa dom seoid a ḃéiḋeas agam mar ṁnaoi;
Is ná santuiġ go deo maoin ċaorać ná bó,
Agus múinfiḋ mé an nós duit a dtoġfaiḋ tú í.
Ḃíoḋ sí bog óg, gan ṁairg, gan ḃrón,
Múinte go leor ar 'ċuile ċor sliġe,
Ḃreáġ soineannta cóir gan iomarca ḃróid,
Agus sin í mo stór, mur mbeaḋ aici piġinn.

II.

Is tá cailín beag óg 'mo ḋiaiḋ 'sa tóir—
Is fad ó, mo ḃrón, nać ḃfaca mé í—
Raċaḋ sí 'un ceoil, 'un daṁsa is 'un spóirt
Agus ṡiuḃailfeaḋ sí an ród liom ar uair an ṁeáḋoin oiḋċ'.
Is deise í go mór ná an lilí is ná an rós
Is tá deállraḋ an óir ar fad ina dlaoiġ;
Is dá ḃfeicinn-se an tseoid ⁊ í beiṫ gan pósaḋ,
Is cinnte, ar ndóiġ, gur b' agam ḃeaḋ sí.

III.

Mo ċreać is mo ċráḋ, is agam atá 'fios
Gur mairg a beiṫ i ngeall i n'-anam ag mnaoi;
Is dá mbeiṫeá os cionn cláir nó ar leabaiḋ an ḃáis,
Is beag ḋe do ċás a raċaḋ ina ċroiḋe.
Giḋ gur láġać iad na mná, bíonn an urċóid ánnta—
Ní féidir le fáiḋ ná file a gcur síos—
Is gur b'é a ndeaċaiḋ dá ngráḋ ariaṁ in mo lár,
Ó ṫosóċaḋ sé ag tráġaḋ nó go dtuileaḋ sé arís.

IV.

Tá ḟios ag Dia dílis dá mbuḋ gar ḋom dá innsean.
 Gur b' iomḋa lá aoiḃinn a ċaiṫ mé le spóirt,
Is níor ṁaiṫ liom beiṫ fíor-ḃoċt de láṫair mo ġaolta,
 Is ní mó ná sin d'iarrfainn-se ciste ná stór.
Níor saṁluiġeaḋ ariaṁ liom an pósaḋ a ḋéanaṁ—
 Is olc an fear siamsa mé, ragairne is ól—
Is mur bfuil sí 'sa tír nó i n-oileán faoi ḋraoiḋeaċt,
 Níor rugaḋ ariaṁ í, mo ḃean-sa go fóill.

V.

Is tá 'ḟios ag an saoġal go bpósfainn mo ṁian
 Ḋe indeoin a gaolta is a maireann dá dream,
Aċt meireaċ gur airiġ mé groiḋe aici ar ḋuine 'sa tír,
 Is ní ḃfuiġinn ó mo ċroiḋe a tabairt ó n-a gráḋ.
Ḋá dtigeaḋ sé 'sa saoġal is go ḃfuaḋóċainn liom í,
 Sin é an níḋ a cuirfiḋe 'g ór árd ;
Is ní ḃeaḋ eadrainn arís aċt troid ⁊ bruiġean,
 Is ní ḃeaḋ meas aici ar níḋ ar biṫ, dá nglacfaḋ mo láṁ.

—Agus ó's tusa.

---

## 18. Risteard Seoige.

I.

A Risteaird, is tú a d'ḟág buaḋarṫa mé féin ⁊ mo ċoṁluċt
 An tráṫ a ḃaluiġ tú de'n ruaig sin ṫar an Mám uainn ;
Is dá siuḃailinn-se cuanta na Gailliṁe faoi gcuairt,
 Do ṡaṁail is ní ḃfuiġinn ins an spás sin.

'Sé naċ mbeaḋ gruaim air ag teaċt i n-am an
ċruaḋtain,
Ag leagan is ag bualaḋ an ḟóġṁair;
Aċt an fear a ċuir an ruaig air, nár ċluiniḋ sé na
cuaċaí
Is i n-ifrionn go raiḃ a ċuairt 'un na Saṁna.

## II.

Tá barántas ríoġ-ċruaiḋ ar an mbaile seo ó'n uair
A ṫáinic arm ann ag cuartuġaḋ gaċ áruis.
Meireaċ gur leagadar go luaṫ na bearanna ḃí ṫuas,
Ḃrisfiḋe iad le cuaillíḃ bána.
An fear a ċaiṫ a ḋúṫraċt istiġ i gCaṫair Lonndan
Gan tionnaḃar ar a ṡúil aċt ag láṁaċ,
Ní ḟaca sé dá ṡúilíḃ cogaḋ ar biṫ faoi uḃlaiḃ
Go dtáinic sé go cúrsa ar an ḃḟáirċe.

## III.

Is níl solus ar an ngréin is níl taiṫneaṁ ar na
réaltaiḃ,
Ó d'imṫiġ croiḋe na féile as an áit uainn.
Ciḋ gur binn ⁊ gur tréiteaċ ḃíoḋ éanlaiṫ ar gaċ
taoḃ ḋínn,
Ṫuiteadar ⁊ níl ceann ḋíoḃ i n-áirde.
Ṫréig an inċinn ṡléiḃe ⁊ an ḟairrge ṫéaċta
D'imṫiġ an daṫ gléigeal mar ġeall air,
Aċt tá mo ṡúil-se leis an Tréan-ḟí a ḃí ṫuas 'sa
gcrann dá ċéasaḋ
Go dtiocfaiḋ sé 'sa saoġal go ḃfuiġeam sásaṁ.

—A Risteard.

## 19. An Gaiḃrín Bainne (nó Seaġán Mac Ḋuiḃir an Ġleanna).

### I.

Beirim-se mo ṁallaċt
Do'n té a d'ḟág mo leanḃ
Ar ċúl a ċinn 'sa leabaiḋ
Agus triomaċ ar a béal,
Is a liaċta lá breáġ fada
Ḃí ubla ar ḃarraiḃ cranna,
Duilleaḃar donn ar dair,
Agus drúċt ar an ḃféar.
Ceannóċad bóín bainne
A ḃéarfas mé do'n leanḃ,
Arán is tae do'n ċailliġ,
Agus is fearrde í le n-a saoġal,
Aċt an lá naċ ḃfuil mé i n-an' seasta
Ar an taoḃ seo Ḃaile an Ġleanna,
Fillfiḋ mé a-ḃaile
Le aṁgar mo sgéil.

### II.

'Sé mo ḋiṫ is mo ḋeacair
Naċ ḃfuair mé bás gan tapaḋ,
Ṡul dá ḃfuair me sgannail,
Faoi mo ċuid féin,
Mo ġaiḃrín suairc a ċeangal,
A tiocfaḋ suas go Saṁain,
Ar dá lán mo ġlaice
De ḃarr glas an féir.

Is súgaċ lúṫṁar cleasaċ
A d'éireoċaḋ sí 'na seasaṁ,
Raċaḋ do'n aill ṁaird
A' fáiteall dí féin.
Agus a ḋaoine uaisle an ġleanna,
Féaċaiḋ gur mór an peacaḋ
Mé ḃeiṫ taoḃ léiṫe de eallaċ
Is gan a fáġail faoi réir.

III.

Is iomḋa punt is fiċe
Ḋe mo ḟaoṫar dliġte,
Is dá mbeaḋ roinnt de anois a'm,
Ḃeiṫinn maiṫ go leor,
Aċt ní ḃfuiġiḋ ná cárta mineaḋ
O éinneaċ beo dar rugaḋ,
Agus leigim ar gaċ cumann
Ġeallaḋ ⁊ cóṁaiḋ.
Seo é an saoġal ar imṫiġ,
An féile ⁊ an t-oineaċ—
Níl i mbéal gaċ duine
Aċt gort ⁊ duḃrón.
Dá ḃfáġainn an ċruiṫneaċt curta
Ṫriallfainn ar na muiltiḃ,
An áit a ḃfuiġinn go minic
Aeiḋear an ḃaile ṁóir

## IV.

Is fada mise tinn
Ar leabaiḋ ar ċúl mo ċinn,
Ag súil le fortaċt
'Gur gan fóiriġint le fáġail;
Is nó go n-aṫruiġiḋ an lá indé
Ar ais arís do'n ġréin,
T' aṫruġaḋ-sa ní ḋéanfad,
A ċúig ṁíle gráḋ.
'Sé s'd dubairt luċt an feasa
Go mbuḋ tusa a ḃí i ndán dom,
Agus, ar ndóiġ, b'uġdar sláinte
Go síorruiḋe dom é;
Aċt 'na ḋiaiḋ sin ḋeaṁan a cleasaiġe
An t-iasg ar an lán mara
Ná t' intinn ag bean eile
Agus mise ḃeiṫ liom féin.

## V.

Is naċ truaġ sin fear mar mise,
I n-aois mo ḃliaḋain is fiċe,
I ngráḋ le cuaċ na finne
Is gan goir agam a fáġail;
Ṫroidfinn-se le gunna
Le claiḋeaṁ nó le piostal
Agus d'ólfainn punt is fiċe
I gcoṁluadar ban óg.

'Sé t' aṫair a ḃí go cliste
Gur ċuir sé mo ċáil tar uisge
Anonn go Conndae Ṡligiġ
    Agus ḃí caint orm-sa rómam;
Aċt meireaċ le huṁluiġeaċt duit-se,
A ċúilín eomraċ mar an gcriostal,
Ṫiuḃrainn-se a ċuid fola
    Don trean-ḃodaċ le n-ól

VI.

Nuair a d'éiriġ mise ar maidin,
Ċuala mé an tiúin dá casaḋ,
Grian an tsaṁraiḋ ag taiṫneaṁ,
    Agus ceol binn ag na héin,
An fuaim a ḃí ag mac alla,
Ag bruic is ag míoltaiḃ gearra,
Creaḃar na ngob fada,
    Agus láṁaċ gunnaí tréan,
An madaḋ ruaḋ ar an gcarraig,
Fuililiú ag na marcaiġiḃ,
An ḃean go duḃaċ 'sa mbaile
    Ag áireaṁ mo sgéil;
Aċt anois tá an ċoill dá gearraḋ;
Triallamuid a ḃaile,
Is a Ṡeáġain Ṁic Duiḃir an Ġleanna,
    Ċaill tú do ġéim.

—Ḃeirim-se.

## 20. Tomás Bán Ṁac Aoḋagáin.

I.

Agus ag dul ó ṫeaċ an tórraiṁ dom, a ċuir mé eolas ar mo ṁian.
Mo ċreaċ ⁊ mo ḃrón, naċ sa mbaile a ċaiṫ mé an oiḋċ'!
Tá arrainn ag gaḃail treasna ṫríom, ⁊ ag coṁnuiḋe i lár mo ċroiḋe;
Aċt a stór, mar mbíḋ tú a-ḃaile liom, ní ṁairfiḋ mé beo mí.

II.

Is ṫáinic Tomás Bán ar cuairt ċugam, 'gus mé i n-uaigneas liom féin.
'Sé s'd duḃairt sé, "Ná bíoḋ buaiḋreaḋ ort, ná rud ar biṫ mar é.
'Sé do ċúilín dualaċ a ṁaruiġ mé, ⁊ i ngeall air croċfaiḋear mé,
Is gur measa liom go mór tú, ná mo ṁáiṫrín tá 'mo ḋéiḋ."

III.

Is a ċoṁarsanna is a ċoṁairleaċa, ná tóigiḋ orm é,
Má ċuaiḋ mé ag múnaḋ an eoluis le stoirín ġeal mo ċléiḃ.
Ní ḃfuair mé ariaṁ droċ-eolus air go fóill ó rugaḋ mé,
Is mur ḃfeicinn aċt ag gaḃail an ḃóiṫrín é, go dtóigfeaḋ sé mo ċroiḋe.

IV.

Is tá cuireaḋ go Cill Ċoinne orainn is caiṫfeam a
ḋul ann.
Béiḋ ann seisiún ceaṫraṁnaċ idir Gaeḋil is Clainne
Gall.
Ní tligfiḋear ann aċt beirt eicín ⁊ croċfaiḋear iad,
mo léan!
Mar tá, Tomás bán Ṁac Aoḋagáin ⁊ Mac Uí Ṁaoláin
le n-a ṫaoḃ.

V.

A Ṫomáis is a annsaċt, is tú searc is stór mo croiḋe,
A Ṫomáis a dtug mé gean duit seaċ's fearaiḃ óg an
tsaoġail,
Croċfaiḋear tú go cinnte mur ḃfuil ag grástaiḃ Dé,
Is a Ḋia, nár ṁór an feall é, ná planda breáġ mar é.

VI.

Is a Ṫomáis báin Ṁic Aoḋagáin, 'sé mo léan tú a
ḋul i gcéin,
Is ní ionġnaḋ liom do ṁáiṫrin ḃeiṫ brónaċ in do
ḋiaiḋ.
Dá mbeiṫeá ar leabaiḋ an ḃáis aicí, cia'r ċás dí tú
ḃeiṫ tinn,
Aċt do ċroċaḋ ar na sáltaċaiḃ, ⁊ an ḃáirdeaċ le do
ḋruim!

VII.

Is ní slad mainistreaċ ná teampall a rinne stór
mo ċroiḋe.
Ní feoil ná geir a. ṡanntuiġ sé ná rud ar biṫ mar é.

I ngeall ar ḃollac Stanley a ċroċaḋ é, mo léan;
Is an té a ḃfuil truaġ do Ċlainne Gall aige, an
        ceann go gcailliḋ sé.

## VIII.

Is tá gárda ḃreáġ láidir ag teaċt lé stóir mo ċroiḋe,
Gearaltaiġ Ċluain Dálaiġ ⁊ arm deas an Ríoġ,
Maior óg Ó Cónaill ⁊ Ó Cealla' ar Cluain Aoiḋ,
Is dá mbeaḋ triúr mar Ċónall óg agam, ní croċfaiḋe
        stór mo ċroiḋe.

—Agus ag dul.

---

## 21. Máirtín Seoiġe.

### I.

Is dá ḃfeicteá Máirtín is é ag arduġaḋ an Ṁáma,
  Is a ṗilí mná leis, má b'ḟíor dó féin!
Ḃí mála lán aice le breáin is snáṫaḋaiḃ
  Agus beagán fáinní i mbuirsín caol.
Ṡiuḃail sé a lán ar fud na háite
  Go Baile an Áṫa ⁊ as sin síos,
As ní ḃfuair sé a sásaṁ de ċailín ṁánla
  Gur ġluais an stáid-ḃean isteaċ 'un an tiġe.

### II.

'Sí Nuala Seoiġe an óiġḃean ṁúinte
  A ġluais ar cuairt isteaċ do'n tír.
Ṫug Máirtín a annsaċt dí, mar ḃí sé múinte,
  Agus ċuir sé a dúṫraċt dí i gcéill.

Níl éan-óigḃean i ngleanntaiḃ Ḋuḃuċta
  Naċ ḃfuil ag gol d'á súiliḃ le cumaiḋ 'na ḋiaiḋ,
Agus mar dtigiḋ a-ḃaile ċuca, béiḋiḋ 'na gcúrsa
  Go ḃfágaiḋ siad tuairisg cia gcoṁnuiġeann sé.

III.

Stad ṫusa feasta, a Ṗádraic Seoiġe,
  Is ná cuir do ġlórṫa amaċ faoi 'n tír.
Má ṫug mé an buaċaill uait is gur ṡiuḃail sé an ród liom,
  Táir faoi ḃrón go ro-ṁór ina ḋiaiḋ.
Níor ċuir mé suim ariaṁ i nglórṫaib,
  Ciḋ gur b'óigḃean mé a ċuaiḋ i gcéin,
Is má ṡiuḃail sé an bealaċ is é do mo ṫreorugaḋ,
  Naċ iomḋa óigfear a ḋéanfaḋ é?

IV.

Tá Páidín is Máire buaḋarṫa cráiḋte
  I ndiaiḋ an óigfir naċ ḃfillfiḋ coiḋċe.
Ṫug sé an ruaig leis go hInis Bó Finn'
  Agus fuair mé a ṫuairisg i nAċaill ṫíos.
Dá mbeaḋ fios agam-sa gur ar ṫóir mo ḃuaċaill.
  A ġluais an ċuairsge údaiġ isteaċ do'n tír,
Ḃeaḋ sgata madaḋ agam ⁊ báillí cruaiḋe
  Agus ċuirfinn ruaig uirṫi 'un bealaiġ arís.

V.

Cailín óg mé a fuair sgoil ⁊ fóġluim
  Agus a tóigeaḋ go móḋaṁuil ar tús mo ṡaoġail.
Ḃí aṫair maiṫ agam ⁊ máṫair ḋóiġeaṁail
  A ṫug ḋom coṁairle, dá ndéanainn í.

Casaḋ i dtreasgairt mé de easbaiḋ eoluis,
'Measg gleannta ceo, cnoc ⁊ fraoiġ,
Is a Ṁic na mbeannaċt, naċ mé tá cóiriġṫe
Faoi mo ṫreoruġaḋ an Ṁám aníos?

## VI.

Agus má ṫug tú mo ḃuaċaill leat is gur ṡiuḃail sé an bóṫar
Go hInis Ḃó-Ḟinn' ⁊ go hAcaill ṫíos,
Is iomḋa cailín deas a ḃí go plóṫaṁail
A ṫiuḃraḋ cóṁráḋ ḋó ag siuḃal na sliġe.
Ní ṫiuḃarfainn do ċaile ar ḃiṫ é ariaṁ gan eolus,
Mar ḃí sé dóiġeaṁail geanaṁail caoin,
Is go ḃfuiġinn-se céile ḋo a mbeaḋ aici bólaċt
Is naċ n-iomċróċaḋ snáṫadaí ná fáinní buiḋe.

## VII.

Ḃuaċaill geanaṁail a ḃí i Ṁáirtín Seoiġe,
Agus ḃí dúil an-ṁór aige 'sa spraoi,
Is má ṡiuḃail sé an bealaċ léi, níor ċóir é a ṫógḃáil,
Ná a ċur go mór air amaċ faoi'n tír.
Ṫáinic sí isteaċ aige ag sileaḋ deora
Ar easbaḋ cóiraċ ⁊ í ḋá sliġe,
Agus cá ḃfuil fear sa mbarúntaċt a ċluinfeaḋ a glórtaí
Naċ ndéanfaḋ a treoruġaḋ an Ṁáimín Caol?

—Dá ḃfeictá.

## 22. An Gaiḃrín Donn.

### I.

Is ag Caisleán na Finne cois imill an ċuain
  Atá an ainnir a ṫug buaḋ ar áille,
A ḃfuil fíge na finne ċrí lasaḋ 'na gruaiḋ,
  Agus ní saṁail dí gruaim gan áḋḃar.
A dá cíġ ċruinne mar an eala ar an snáṁ
  Is a leacai mar rós i ngáirdín.
Tá a malaiḋ ċaol donn mar sgríoḃṫaiḋe le peann
  Agus tá an fíor-sgoiṫ ainnti mar tá sí.

### II.

Só-ġiorra, a ḃruinneall, dá nḋéantá an pósaḋ,
  Dearḃṫa is brónaċ a d'ḟágfá
Óigfir na n-oileán ag sile na ndeor
  Is níl duine ar biṫ beo mar atáim-se.
Le fíon donn daiṫṫe ⁊ beaṫuisge ar bórd,
  Sin ⁊ beoir ṁaiṫ Ṁárta,
Faoi ċuairim mo Ṅaimí tá na cannaí dá ndórtaḋ,
  Agus fearsta níl deor le fágail a'inn.

### III.

D'fág sí sgríoḃṫa ar bord an ríoġ
  Go dtug sí an ċraoḃ go hÉirinn—
Tá túr suiḋte aici ar ṁnáiḃ na cruinne
  Agus buaḋ gaċ cluiṫċe ar an méid sin.
I dtús an róid a siuḃailear a cóirte
  Is a heaċraiḋ óg ag léimnig,
Agus ó uaisle Gall go dtug sí an geall
  Go teaċ Uí Ṁáille i mḂréaċṁuiġ.

IV.

Ceaṫair ⁊ céad a ṡeinnear ar ṫéadraiḃ
Agus ceiṫre mná déag tá i ngráḋ leoḃ ;
Ceileaḃar na n-éan faoi ḃarraiḃ na gcraoḃ
Ag seinnim ċeoil go sár-ḃinn.
Tá an fiaḋ bairr ⁊ an gaiḃrín donn
Ag seilg fó ċoillciḃ fásaiġ,
Aċt níl iasg ar linn nár tóig a ċeann
Trá ġluais sí liom tar sáile.

—Is ag Caisleán na Finne.

---

## 23. An Rábaire Gaḃann.

(Aṁrán Muiṁneaċ).

I.

Ar aiṫris mo sgéil duit do réir ċeart mar ċualas
Ar árd-hallaiḃ tréana le taoḃ na féideóige,
Ḃí Pádraic na féile ann, Mac Tréiteaċ ina óigḟear,
Mar is ceardaiḋe gan aon-loċt é i nÉirinn i ḃfoġluim.
Ag Droiċead Aiḃne Uí Cearna' tá an rábaire groiḋe,
An gaḃa cliste láidir tá sár-ṁait sa tír.
Ḃeirim féin an bárr dó ins gaċ ceárd dá n-a ragad—
'Sé Ḃulcan gan dabt é ⁊ tiuḃrainn an ċraoḃ dó,
Is níor ṁór liom gan amras dó an óig-ḃruinneall
Ḃénus.

## II.

Ġní sé dom sgiúirse de rúin ṁaiṫ siúráilte
Ḃí solannaċ mear luṫṁar leabar-ċiuṁsreaċ so-ṡáiṫte,
Gan raon buille ord ainntí aċt siún-dear platáilte,
Agus táim dearḃta naċ lúbfaḋ sí ina ḋóirn ag fear
láiḋe.
'Sí fuaim gaċ siolla í ⁊ is binne í ná an ḃeiḋlín
Is ná ceolta na cruinne ḋá seinnm le meiḋir,
Is ná na héiníní ar maidin a ḃeaḋ ag cantainn ar
craoiḃ.
M'óigḟear mear leoganta a rug buaiḋ ar áille
Is le labairt na fuiseoige 'seaḋ stróicfead sí bainte.

## III.

A ġaiḃni Ċríċ' Fódla, sin coṁairle a ḃeirim féin diḃ,
Gan a ḋul i gcomórtas le mo leog-ḟear mear
tréiṫeaċ.
Tá faḃairt ġlan de'n óige ann is é i gcóir gaḃta
gleásta—
Os cionn na hinneona ba fóirneaṁail í a ġéire.
Ag rásáil an teaġlaiġ ba tapa é gan dabt
Ná ar ċlár bís ag sreadaḋ ag cur slaċt ar gaċ bord,
Mar is ceardaiḋe gan earmuilt mo rábaire gaḃann.
Tá sé mear luṫṁar 'un úird ġlain a ṗléasgaḋ ;
Tá an intleaċt ar ndóiġ aige ⁊ é i n-eolus a ċéirde.

IV.

Spealadóir néata é ⁊ ġní sé na cruaḋ-ceait

. . . . . .

An brá-iac, an fiú-iac, sgian-ḟonnsa an ċúipéaraiḋe;
An sáḃ ⁊ an gúrsuún, deintear súcairiḋe caorać;
Ḋéanfaḋ sé luaidreaċa innsí ⁊ compáir;
Ancoirí coiṁdeaċt ḋo luing is ḋo ḃád;
Fearsad an túirne an sgriú-pin 's a' cárla;

. . . . . .

Méaracán an táilliúra, a ṡiosúr is a ṡnáṫad.

—Ar aiṫris mo sgéil.

## 24. Feiċín Ó Laiḋe.

I.

A Ḟeiċín Uí Laiḋe, go raiḃ Dia leat is do ṡláinte!
Go ḃfeiciḋ mé liaṫ tú ⁊ ciall ag do ċlainn-sa!
Ainneoin t'ḟad siar uaim, baḋ ṁian liom a ḃeiṫ ag
caint ort,
Is dá mbeiḋinn le do ṫaoḃ-sa, níor ḃaoġal coiḋċe
an bás dom.

II.

Níor ṁó ḋuit-se fuirnis ná toirneaċ a ḃeaḋ ag
spréaċaḋ,
Ná gaċ aon ḃuille ord aige ag tornáil gan tréaċaḋ.
Tá buaiḋ eile ar feaḃar aige seaċas éan-ġaḃa dár
féaċaḋ,
Níor iarr sé ariaṁ ordlaiḋe ag taḃairt cabair ḋó i
n-am éigin.

III.

Tá a inneoin ċoṁ binn is, nuair a ḃíonn sé dá
pléasgaḋ,
Go gcluinfiḋe 'gaḃáil ḟuinn í trí ṁíle gan tréaċaḋ.
Ba ġeall leis an gcaor ṫeinntiḋe ag gaḃáil timċeall
na spéarṫa
A ċeardċa gaċa taoḃ de, nuair ba ṁian leis ḃeiṫ dá
féideaḋ.

IV.

'Sé rota na glintiḋeaċta a ċinn ar na dáintiḃ,
Le gur cailleaḋ na mílte luċt intleaċta mar ġeall
air.
Tá sé anois déanta gan fuiġeall ag mo ḃráṫair,
Is gur luaiṫe é ag gaḃáil timċeall ná gaoṫ ar Lá
Márta.

V.

'Sí an tsean-uirnis ḋraoiḋeaċta a ḃíoḋ ins an
gceardċaiḋ
Ag Loinnir Mac Lioṁṫair tá cruinn ag mo ḃráṫair.
Tá na boilgeaċa bríoġṁar te a ḋéanfaḋ iad a
ḟásgaḋ,
Go lasfaidís an caolaċ dá mbeaḋ trian de fliuċ
báiṫte.

—A Ḟeiċín Uí Laiḋe.

## 25. Aṁrán an Tlú.

I.

Dá mairfeaḋ Vulcan nó Eoġan Ó Máille
  Ná Séamas Napla a raiḃ a ċáil faoi'n saoġal,
Ḃí obair agam-sa a ḃéarfaḋ a sáiṫ ḋóiḃ,
  Mo ṫlú a ṫáṫuġaḋ a raiḃ miotal tríd.
Ṫug sé goruaḋ do a ċuirfeaḋ áille ort,
  Agus tá áit an táirne mar tá an smeaċ sa ril.
Tá daṫ an airgid ar áit mo láiṁe,
  Agus mar ċuirfeá an plána ar an gcuid eile faoi.

II.

Is naċ ait an ṁeabair a ġeall Dia do'n stóicín,
  Naċ ḃfuair de foġluim aċt a ḋul ag sgríoḃ'—
Tá intleaċt beirte leis seaċ fir Ċríċ' Fódla,
  Mar ḃí le Crótaċ no leis na Maicibí.
Níl aon ċeo ag cinneaḋ air, dá ndéanfaiḋe i
    gceárdċaiḋ
  Go dtí na rásúraí a ḃearrfaḋ an rí,
An sáḃ is an deiṁeas is na lanna plána
  Is na spealta a ġearrfaḋ na corcáin fraoiġ.

III.

Is dá gcluineaḋ an Sasanaċ nó mac Napóleon
  A leiṫide de óigfear a ḃeiṫ sa tír,
Ċuirfeaḋ cuireaḋ ag na bailtiḃ móra air
  Le ḃeiṫ dá dtreoruġaḋ ins 'aċ uile níḋ.

Níl iongnaḋ annsin, tá mná na n-órtaí
  Ag guiḋe i gcoṁnuiḋe é a ḃeiṫ 'na ríġ,
Mar is é nár ċeil orṫa a mbeaḋ 'na ṗócaiḃ,
  Aċt a ċaiṫfeaḋ leoḃṫa é ar 'aċ uile spraoi.

## IV

Agus ariaṁ ó baisdeaḋ é ḃí gnaoi ag a lán air
  De'n dream a b' árdnósaiġe ḃí sa tír;
Ní ḟeicfeá fearg air i n-imṫeaċt ráiṫe,
  Aċt faoiḋe an ġáire ag briseaḋ ṫríd.
Ḃíoḋ láṁ ar gunna aige is é amuiġ ag fáiteall
  A ṁarḃóċaḋ bárdail is cearcaí fraoiġ,
Aċt má tá éan-ṗeacaḋ air, is i ngeall ar ṁnáiḃ é.
  Go dtugaiḋ Dia ngrásta dó breiṫe saor.

## V.

Naċ mór an snas a ḃí ag Ríġ na n-Iúl air
  Seaċ's fir na gcúiġí uile go léir,
Is tá a lán ag feiṫeaṁ air de ḋaoiniḃ uaisle,
  Clann oiḋrí dúiṫċe de'n ḟuil is feárr.
'Séard deir na cailíní ⁊ iad dá sgrúdugaḋ,
  Go mbuḋ ṁór an clú dóiḃ dá bféadaḋ a ḟágail,
Is dá mbeiḋeaḋ saoġal ċoṁ fada aige is fuair
      Maitiúsaleim,
  Go dtóigfeaḋ a stuaim é ⁊ ceird a láiṁ.

—Dá maireaḋ Bulcan.

## 26. Sinéad Ní'ac a' Ḃáird.

I.

Ṡiubail mé forṁór Éireann,
Sasana 'na ḋéiḋ sin,
Do'n Ḟrainc ⁊ go Binn Éadain,
Is 'aċ éan-baile cuain;
Saṁail mo ċéad searc
Ní faca mé 'sa méid sin
Le oineaċ is le féile,
Le céill ⁊ le stuaim,
'Sí is binne meabair ṁéara
Ag seinnim ċeoil ar ṫéadraiḃ
'Cniteáil píosaí céimbric
Go h-éadtrom le stuaim;
Is ó's mise naċ ḃfuil ḃréagaċ,
Ní ċáinfiḋ mé go héag í,
Aċt mo ḃeannaċt a ċur léiti
Lá naċ n-éalóċad sí liom.

II.

An té ċífeaḋ i dteaċ an óil í,
'Sí mian gaċ buaċall' óig í—
Gaċ daiṁseoir deas ní beo é
Gan a tabairt leis ar láiṁ.
Níl fear siamsa ná déanta aṁrán
Naċ uirtí bíos a ċoṁráḋ,
Dá ráḋ gur b' í an réalt eoluis
Gaċ neoin is gaċ maidin breág.

Tá an lili ⁊ an rósa
Ina leacaiḃ is gile cóiṁċruinn,
Deallraḋ dear an óir
'Déanaṁ eoluis is gaċ céard.
Is go mbaḋ ṁilse liom blas a póige
Ná mil na meaċ 'sa ḃfoġṁar,
Mo léan gan mise pósta
Le mo stóirín, Seini 'Ḃáird.

III.

Is a stóirín fearaiḃ Éireann,
An ḃfuil tú ḋo mo ṡéanaḋ?
A ḟeabas is ṁolfainn féin tú,
Agus ḃéarfainn ort cáil.
Is dom a b'ḟusa a ḋéanaṁ,
Mar is mé ḃí ort ag féaċaint,
'Dearcaḋ ar ċlár t'éadain,
Is ba léir ḋom do ṡnuaḋ.
A stóirín fearaiḃ Éireann,
Ní fada a ċéiḋeas an éagcóir,
Is gearr a ṁairfeas néalta
Ar ġréin an lae ḃreáġ.
Ainnir ċroiḋe na féile,
Agus a láṁ gan loċt, ní baoġal duit,
Ta an tsroineanntaċt i gclár t'éadain
Agus barr sgéiṁ ar mo ġráḋ.

IV.

Is gile í, do réir a tuairisg,
Ná an eala ar na cuantaiḃ.
Is binne í ná cuaċaí
Ar uaigneas na sliaḃ.
Cainnteóir bog is cruaiḋ í.
Tá sí geanaṁail stuamḋa—
Níl níḋ ar biṫ ag dul uaiṫi
Dá mbuḋ dual a ḃeiṫ i mnaoi.
Tráṫ ṫosuiġ siad ar ṡuairceas,
Is uirṫi ṫigeaḋ buaiḋreaḋ—
'Sí an ċraoḃ i 'measg na mbuaċaillí
Nuair a ḃíonn siad cruinn.
Mo léan gan mé is an stuaiḋ-ḃean
Faoi ḃruaċ na coilleaḋ ar uaigneas
Nó go dteannainn mo ṁúirnín geal
Naoi n-uaire le mo ċroiḋe.

—Ṡiuḃail mé.

---

## 27. Banais Ṗeigí Ní Eáġra ar Conamara.

I.

A Laḃráis Ḟeiċín, gluais go tapa—
Is tú tá i n-an' a ḋéanta,
Taḃair leat a-ḃaile aḃḃar parsail
Agus clóca fada síoda,
Bróga paiteann, crusaí geala,
Is ribíní deasa ṡríoṫa,

Laṁainni 's bobs, gac éin-niḋ deas
  Dá aeiriġe dá bfuil sa ríoġaċta.
Bíoḋ sin agat pompadór
Ḋe ṡíoda na Spáinne ⁊ dress-cap mór,
Ḃuig-peirméatam, púdar is hairpin
Mur mait deánta cúmṫa gléasta
  Le hagaiḋ a fir—dá cóiriuġaḋ.

[Glórmaċ.]

Dal-dae daoi-dal dal-dae daoi-dal
  Dal-dae daoi-dal dal dae-daoi.

II.

Éirig ar maidin ⁊ gléas do ċapall,
  Imṫig leat go héasgaiḋ
Síos go Gaillíṁ go dtí ceannuiḋe
  Is taḃair a-ḃaile gaċ éin-niḋ:
Fíon is braindí, siugar-caindi
  Píobar, caifí is tae leat,
An sgian is a forc is mias ṁór geal—
  Ná dearmad an péatar.
Annsiúd a ḃéiḋeas an ḃanais ṁór,
Ceaṫair ar fiċead ḋe luċt ceoil,
Band o' music ag an gcúilfionn
Agus iad go súgaċ . . . . . . .
  Ag seinnim tiúin ar ṫéadraiḃ.

[Glórmaċ.]

Dal-dae daoi-dal, ⁊c.

III.

Tabair leat mustard, mar ṁaiṫ custard,
Túiréin mór is téapot.
Bíoḋ i ngaċ láiṁ leat cúpla jár
Is iad-san lán le jamaica;
Cúpla walnuts, cantrad gallda;
Lemons le puins a ḋéanaṁ;
Le fíon-decanters ina ceann
Bíoḋ do bord-sa gléasta,
Banais ċaitṁearaċ go leor;
Cácaí milse ⁊ pancakes mór';
Fíon i nglainiḃ, puins 'na stannaiḃ
Lán gaċ stairéid dá bfuil 'sa mbaile,
A ḋéanfas tú go ceann na míosa.

[Glórmaċ.]

Dal-dae daoi dal, ⁊c.

IV.

Tabair leat i mbád go líonṁar láidir
Go leor luċt dánta is riamsa.
Ná dearmad grátair, tabair do ṡáiṫ leat
De nutmeg is saltpetre
Paca cártaí, bosca táipléis—
Féaċ, ná fág na dísli.
Sin is a lán naċ bfuil in do ċárd,
Tobac láidir is píopaí.
Annsiúd a béiḋeas an banais mór,
A bfuil i nÉirinn de luċt ceoil,
Spóirt is aitis, glór is caismirt
Freis an ainnir
Ag luċt aeiriġe na tíre.

[Glórmaċ.]

Dal-dae-dal-daoi, ⁊c.

V.

Sgalabad Frannċaċ fág gan aiṁreas;
Langs is trosg, má's féidir;
Breac is bradán, runnaċ sgadán,
A ḃeaḋ go ró-ṁaiṫ gléasta.
Ní mór ḋuit fínéal, im is péirsil—
Foġnóċaiḋ siad do'n méid sin;
Bran is ballaċ, cnudán dearg,
Congnaṁ 'un an ḟéasta.
Ġeoḃfair turabod fliuċ is sole,
Gliomaċ múraċ is portán mór,
Gaċ niḋ ḋár aiṫris, a ḃfuil sa gcladaċ
Go fiú an tortois, do réir mo ṫuisgint,
Ní ḃeaḋ ar easbaḋ—
Caiṫfear a gcur le ċéile.
[Glórmaċ.]
Dal-dae daoi-dal, ⁊c.

VI.

Tabair leat mairt is bioḋ dá leagan
Búistéaraiḋe na tíre
A ḋéanfas feannaḋ go luaṫ tapa
A ṁar'óċas sgata caoraċ.
Fiaḋ mór beannaċ, broc an ġleanna,
Sin is an eilit ṁaol leat
Uan is lubán, gabar is mionnán—
Ní cosdas gaċ a ḃfuiġiḋ tú.
Ní mór ḋuit mart brata gléasta ar bórd,
Torc mór reaṁar is pigín óg,
Míol is coinín, cúpla sicín—
Do réir mo ṫuisgint, is mór an troillse iad
Nuair a ḃéid siad bruiṫte is rósta.
[Glórmaċ.]
Dal-dae daoi-dal, ⁊c.

VII.

Fág fear gunna is cuir amaċ é
A ṁar'óċas dúinne éanlaiṫ:
Naosg is feadóg, miar ṁaiṫ druideóg,
Creaḃar caoċ is céirseaċ;
Cúpla colm a ḃéiḋeas 'na gcolainn,
Sin is an bunnán léana leat:
Londuḃ gallda, crutaċ reaṁar,
An widgeon, is maiṫ an t-éan é;
Pataraí uisge caiṫfear a ḃfágail
Is a gcur ar sgeiḃir suas ar ċlár.
Laċ is bárdal, gé is gandal,
Ḃeaḋ siad fogaintineaċ do'n dream sin,
Nuair a ḃeidís go ro-ṁaiṫ gléasta.
[Glórmaċ.]
Dal-dae daoi-dal, ⁊c.

VIII.

Teiġiġ go Sgiurraḋ, síos go Sligeaċ
Is tabair Ó Concuḃar tréan leat,
Ó Flaiṫearta', Ó Máille, Ó Briain is Ó Dála',
Ó Cearḃalláin is Ó Néill leat.
Fiaċ Mac Donnċaḋa, tiġearna an Ċláir,
Ó Ruairc aníos ar Ḃréifinn,
Sin is Ó hEagra, Mac Suiḃne Fánaird
Is Clann Donnċaḋa na Céise.
Bíoḋ na Seoiġiġ leat go leor
Is muintir Ċromuil, giḋ nár ċóir.
An méid naċ gcuiṁniġinn-se
Naċ ḃfuil ar do liosta,
Tabair cuireaḋ uilig go léir dóiḃ.
[Glórmaċ.]
Dal-dae daoi-dal, ⁊c.

IX.

Cúpla ráiṁ ḃíoḋ sin leat—
Is mór é a gcáil is a dtréarṫaí,
Risteard Máirtín, Seoirre Mainsil
Iarla is tiġearna i n-éin-ḟeaċt.
Brúnaiġ is Blácaiġ, Flaiṫeartaiġ Árann,
Agus Séamus Babaiḋ Frinsios,
An doċtúir mór is Diarmuid Fasae—
Dar liom, níor ċóir é ṡéanaḋ.
Bíoḋ gaċ duine mar ċuaiḋ sé i bféiḋm
I n-ionad suiḋte ar leiṫ ḋó féin,
Filí is flaiṫ is iarla
Le fios is feasa a ḋéanaṁ.

[Glórmaċ.]
Dal-dae daoi-dal.

—A Labráis.

## 28. Míċeál Ṁac Suiḃne.

I.

Is olc an talṁaiḋe mé i dtús an Ṁárta
Is ní ċaiṫfinn láiḋe go ceann seaċt mbliaḋan;
Níl láiṁ ar gunna agam ná maide ráṁa
Is níl mé 'm' ḟaiṫċeallaċ ar muir ná ar tír.
Ní ḃainfinn an ṗunann a ḃeaḋ i n-úd a geárrṫa
Dá gcáitti an gráinne leis an ngaoiṫ aniar;
Agus, óró, a ċailín deas, má's mé tá i ndán duit
Is fada fánaċ a ḃéiḋeas do ṡuiḋe.

## II.

D'iarrfainn bean eicint meireaċ naċ bfuiġinn í
  Is naċ ndearna mé síol a ċur 'san earraċ rómam,
Aċt istiġ a bfuil cailleaċa ag caiteaṁ an píopa
  Ag troid 's ag bruiġin is ag déanaṁ gleo.
B'furusda aiṫinte dóiḃ naċ raiḃ mé críonna—
  B'olc mo ḃríste is níor ṁaiṫ mo ḃróg —
Agus, ochó, a ċailín deas, má's mé do ċaoimteaċ,
  Béiḋ mala 'un taoiḃ ort, a ḟad 's béiḋear tú beo.

## II.

'Séard deir mo ṁuintir liom do réir a dtuairim
  Go dtiuḃarfad ruaig go Newfoundland.
Níl mé fulannaċ 'un iomċair ualaiġ,
  I n-obair tuaiġe ná i ngearraḋ crann.
Dá dtigeaḋ an stoirm is bioḋ an teaċ dá fuadaċ,
  Ní leigfeaḋ an fuaċt dom a ḋul ó'n splainnc,
Is dá mbeaḋ teaċ tábairne ag bun Binn Ġuaire,
  Buḋ é mo ḋualgas go dtairneoċainn ann.

## IV.

Dá mbeaḋ gunna agam, grán is púdar,
  Ṁar'óċainn cúpla is laċ ar móin,
Ḋéanfainn iasgaireaċt le slait naċ lúbfaḋ,
  Is baḋ ṁaiṫ mo ċongnaṁ 'un a dtaḃairt 'un bóird.
Ċuirfinn úranna i bfaisiún cúigiḋ
  Is ní fearr ná ḋúnfinn-se búclaí bróg,
Bréagfainn cúilfionn go croiḋteaṁail lúṫṁar
  Is ḋéanfainn súgraḋ le cailín óg.

V.

'S óró, a ċailíní, sin fíor mo ṫréarṫa;
  Tugaiḋ spéis dom ná leigiḋ ḋó;
Is mo ċráḋ, má ċeilim é ar ḟearaiḃ Éireann,
  Mar is dom féin tá a lear go deo.
Níl maoin ná cuid agam ná saiḋḃreas saoġalta
  Aċt cróin ḃreáġ ġléigeal tá le haġaiḋ an óil.
Is má's é sin m'ḟortún is gur ġeall Mac Dé dom,
  Béiḋ ḟios mo ċéad searc go maiṫ go fóill.

—Is olc.

---

## 29. Iorras Ḟlonnáin.

I.

Iorras beag ⁊ Iorras mór,
  Agus Iorras Ċlann Doṁnaill ó ṫuaiḋ—
I n-Iorras Ḟlonnáin naċ raiḃ cóir
  Mo ċreaċ is mo ḃrón atá mé anoċt.

II.

Anoċt féin ⁊ arís go bráṫ
  Nár ba fearr a ḃéiḋeas a sleaċt,
Dream codaranta na maili gruaim,
  Is olc a snuaḋ ⁊ ní maiṫ a ndreaċ.

III.

Ḋreaċ gann ar an mbodaċ fuaṫ,
Cuirne cruaiḋ ⁊ breiṫe daor
Ar an dream codarlanta an druimín ċruaiḋ
Gur b'é an ḃuiḋean gan eolas a ġaḃail amaċ.

IV.

Amaċ an tráṫ a ġaḃas sé,
'Sé deireaḋ gaċ cuairsge mná ;
Sgaoiliḋ ṫaraiḃ é
Ionann 's naċ é tá ann.

V.

Níl ann aċt sílí gan ċóiṁṁeas
Ó Éaḃ anall,
Is níor ḋóċaiḋe ḋo imṫeaċt
Ná fanaċt a'inn féin go lá.

VI.

Tráṫ ċoinic mé féin
Solus an lae ġil ḃreáġ,
D'eiriġeas 'mo ṡeasaṁ
Agus ḃreaṫnuiġ mé uaim anall.

VII.

Ḋá ḟuaire an ṁaidin,
Níor ṫearg orm tiġeaċt sa snáṁ,
Agus d'ḟáguiġ mé mo ṁallaċt
I mbaile na gruaimiġeaċt' ṫall.

—Iorras.

## 30. Murċaḋ Ó Maoláin.

I.

Is a ċuaiċín dear Ṁuiġ' Áird,
Cad as dár leis tú an fáinne ort
Gan mise a beiṫ sa láṫair?
Is dar liom féin ba cóir.
A ḟeadar is ḃéarfainn cáil
Ar 'aċ uile ṁíle ḃall díot
Gruag do ċinn le fánaiḋ
Go sálaiḃ do ḃróg,
A ḃfuil as seo go Geansaiġ
Ḋe ḟíon, ḋe ḃeoir, ḋe ḃrainḋí,
An méid sin is ní glacfainn
I n-éiric do ṗóg,
Aċt a ḟad is ḃeaḋ an Eaglais
Ḋo do ċeangal le do ġráḋ geal,
Sin é ċuirfinn d'áird ort
An dá lá is ḃeiṫinn beo.

II.

Buaċaillín dear sciamsaṁail
Tá in Murċaḋ beag Ó Maoláin;
Tá sé socair saoiṫeaṁail
Láġaċ caointineaċ le mnáiḃ.
Ḋeaṁan bean óg 'sa tír seo,
Ḋá n-iarrfad sé naċ ḃfuiġead sé,
Is leiṫ céad gíní buiḋe léi
Le síneaḋ amaċ ar ċlár.

'Séard dubairt an ingean ins an oiḋċe
Le n-a máiṫrín ag ois iseal :
"Díol na ba is na caoiriġ,
Is bíoḋ na pigneaċa ar fáġail :
Is níor ṁór liom os a ċionn sin
Culaiṫ ḋeas ṫart timċeall,
Crios de'n tríoda is míne
Is snaiḋm air faoi n-a lár."

III.

Siúd é an fear atá gléasta
Ina ḃúclaiḃ is ina ḃéaḃar,
A ċarabata gléigeal
Agus a léine ġeal ḃreáġ ;
Ḃeirt ḋe ṫoga an éadaiġ,
Caróg mar an gcéadna,
Cóta mór de'n ḃearskin
Ba éadtruime 's a b'ḟearr.
Tá a ḃrísde sa ḃfaisiún déanta
De'n ḃeilḃeitín ba daoire ;
Tá stocaí air dá réir sin,
Agus féaċaiḋ ar a ḃráġaid,
Tá a ḃróga daiṫte déanta
Ó láṁaiḃ Seáġain Uí Ḃéarta,
Agus dúbslán fearaiḃ Éireann
Gur bréag atá mé 'ráḋ.

## IV.

D'aiṫneoċainn féin is ba cóir dom
A ċoisċéim cruaiḋ ar bóṫar;
Is iomḋa bean fa tóir air
    Is ní ḋóiḃ atá sé i nḋán.
Ba fialṁar i dteaċ an óil é
Is air naċ gcuirṫí an stróḃ ann
Aċt "Íocfaiḋ mise an sgór sin
    Is ólaigiḋ 'ur sáiṫ—
Tá an t-ór buiḋe in mo ṗócaiḃ
Agus píosaí garḃa crónaċ
Is gearr go mbíḋ mé pósta
    Le mo stoirín cébí áit."

. . . . . . .

## V.

Siúd é an fear nár ċoigriġ
An ball súgarṫa ġeall Dia dó,
Aċt a ṁeallfaḋ le ciúin-aiġneas
    Glan-aġaiḋ gaċ mná.
Ḋeaṁan clúid ná ceárd ná coigriġ
Ḋá raċaiḋ sé naċ mbeiḋ siad
Ag fiafruiġe cáide siar é
    Go dtriallaidís 'na ċeann,
Is go ḃfuil sgata aca ḋá ċoiṁdeaċt
Amaċ i measg na bpuiblíḋeaċ
Ag cóṁráḋ leis go meiḋreaċ
    Agus a ḟuip aige 'na láiṁ.

. . . . . .

VI.

Agus ó d'aiṫris tú do ḃriaṫra,
'Sé ṫuigim féin gur fíor é—
Is iomḋa bean dot' iarraiḋ
Mar ġiult ar do ċáil ;
Tá bean aca i gCliarṫa
Agus bean eile i dTóin Iar-Uṁaill,
Céad is fiċe maiġdean
I n-iarscúl Ċonndae an Ċláir.
Cia'n ġar atá ḋá dtaiḃreaḋ,
Ḋá méaduġaḋ nó ḋá laġduġaḋ,
Aċt a ḃfáġáil siar is aniar,
Mar tá an iomad aca ann.
Aċt ṫar éis a ḃfuil dá iarraiḋ
Ní ṗósfaiḋ sé ar an mbliaḋain seo—
Is fada seasc i gcian dó
Ag maiġre an ḃrollaiġ ḃáin.
—Is a ċuaiċín.

## 31. Aṁrán na mBuaċaillí Bán.

I.

Éirigiḋ suas is ná faillígiḋ an uair
'Tá teaċtain anois ins an láṫair,
Go sgaoileam na duail atá fiġte go cruaiḋ
Is go lasam an ċoinneall do Ṁártan ;
Searaiḋ le clú is ná téigiḋ ar gcúl
Go gcuireamuid fúinn gaċ gárda,
Bireaċ is buaḋ go ḃfáġamuid go luaṫ
Is go leagaiḋ Mac Duaċ ar náṁaid.

II.

Is naċ fada le fán an ċarraig gan smál
Naċ sgoiltfiḋ go bráṫ is naċ bpléasgfaiḋ,
Is a ċruṫugaḋ le fágail, 'sé is ainm dó Seágan,
Gur b'é Peadar a ġearr an foundation.
Tá crann i n-a lár a léiġfeas d'á lán
Gur b'é Liútar a ġearr na plantations
Na suckers a d'ḟás, críonfaiḋ a mbláṫ
Agus béiḋ siad ar lár, má's féidir.

III.

Cuirim impiḋe ar an mnaoi nár peacuiġ 'na saoġal
Is m'aṫċuinge ar Ríġ geal na ngrásta
Go bfeiciḋ mé peelers lag marḃ sínte,
Sgapaḋ ⁊ sgaoileaḋ ar ġárda,
Liberty-tree ċois balla 'ċ aon-oiḋċ'
Ag luċt ribíní is teinteaċa cnáṁa;
Daly ⁊ Deely bí a' mionnuġaḋ ar an tír,
A gceann i mbarr spíle i n-áirde.

IV.

Dá dtigeaḋ an saoġal naċ mbeaḋ ann éan-ní
Aċt sinn a beiṫ trí n-a ċéile,
Beaḋ mo ḟleaġ ar mo ṫaoḃ is mo ċlaiḋeaṁ liom síos
Is mé ag ruagaḋ na nGall as Éirinn.
Tá Ruarcaċ Ṁuiġ Laċ gan sgolb gan sgraiċ.
Agus Frank Kelly ag iarraiḋ na déirce,
Párlioment ṫart ⁊ Gaeḋil ar a gceart
Luċt ribíní i n-arm is i n-éadaċ.

V.

Raċa mé faoi do'n té béiḋeas be arís
  Go ḃfuiġiḋ Rebelmen luaċ a sláinte
Is a liaċtaiḋe sin oiḋċe a ċaiṫeamar 'n-ár suiḋeaḋ
  Faoi sneaċta, faoi sioc is faoi ḃáistiġ.
Cíos an ríoġ ní íocfamuid coiḋċ'
  Is deaċṁaiḋ ní ḃéiḋ éan-tráċt air
Aċt béiḋ talaṁ ar a luaċ ⁊ Clainne Gaeḋeal suas
  Agus Orangemen buaḋarṫa craiḋte.

VI.

Nár fágaiḋ me bás coiḋċin, mar mbeiḋinn beo aċt mí,
  Go ḃfeiciḋ mé síos drong Ṡeoirse,
Luċt an dá ċroiḋe naċ gcreideann na naoiṁ
  Is naċ ngéillfiḋ do Ṗápa na Róṁe.
Leágfaiḋ an ċróin ⁊ éireoċaiḋ an ceo
  Atá tuitte le suim aċair bliaḋanta;
Béiḋ Liútar is a ċoṁar dá ruagaḋ sa móin
  Agus Sasana stróicte stiallta.

VII.

Dubairt Kelly na buaile go gcaillfeaḋ sé a ḋúitċe
  Nó ċuirfeaḋ sé cúl ar an sgéal sin,
Is gur i gCill Ċonaill a bíom 'nar suiḋeaḋ ins an oiḋċe
  Agus íocfaiḋ go fóill an féaraċ;
Tiocfaiḋ an saoġal a gcuirfear air caoi,
  Le haitinn a déanfar é a léasaḋ;
Béiḋ leibeas is a sluaġ ar taoḃ Ċnuic an Dúin
  Is an Trinnseac ag riṫ i n-a léine.

VIII.

Is fada liom suas go gcluinniḋ mé fuaim
An dromadóra a ġluaisfear ó'n Spáinneaċ;
Go dtagaiḋ sé ar cuairt go Connaċta anuas
Béiḋ luċt ribíní ag ól a ṡláinte;
Fuisgí breáġ cruaiḋ ⁊ fíon folláin fuar
A ḃéiḋear againn ag ruagaḋ ar náṁaḋ
Is cuirim Ó Ruairc amaċ go tiġ deaṁan
Is a maireann dá ṡluaiġtiḃ ar gárda.
—Éirigiḋ suas.

## 32. Beartlín Cing.

I.

Beir sgéala uaim ċun Beartlín Cing,
An t-óigfear moiġliḋe múinte deas,
'Gur ṡaoil mé ariaṁ nár aṫruiġ claonta
Dúiṫċe an Ḟrionnsaiġ i ngioll le fear;
Siúd é an fáṫ 'ḃfuil mé dá ráḋ,
Mar ṫug sé an ḃarr ó ṫuaiḋ is ó ḋeas,
Aċt a Ḃeartlín Cing, mo ġráḋ tú coiḋċ'—
Tá mná na tíre buaḋarta leat.

II.

Níl éan-ċeárd i ḃfus nó ṫall
Nár ṡiuḃail mé ann ⁊ mé go lag,
'Síor-ċur tuairisg ar an mbuaċaill
Ba deise gruaiḋ ⁊ b' áille dreaċ;
Oiġre dúiṫċe a d'árduiġ ar siuḃal é
Agus tá mo ṡúil go sgarfaiḋe ar ais,
Aċt a Ḃeartlín Cing, mo ġráḋ tú coiḋċ'—
Tá mná na tíre buaḋarta leat.

III.

Tráṫ ṫig na sluaiġte go teaċ an ċeoil,
  Níl bríġ sa spóirt go dtig sé isteaċ;
Ḃí cion ⁊ gnaoi ag 'ċuile ḋream air,
  Mar ḃí sé moiġliḋe múinte deas.
Siúd é an fáṫ a bfuil mé dá ráḋ,
  Mar ṫug sé an bárr o ṫuaiḋ is ó ḋeas,
Aċt a Ḃeartlín Cing, mó ġráḋ tú a ċoiḋċ'—
  Tá mná na tíre buaḋarṫa leat.

—Beir sgéala.

## 33. Máilleaċ Croiḋe na gCarad.

I.

Is iomḋa cúirt is caiseal,
Innbear éisg is fearann,
Ḃí ag Máillig sealaḋ
  I nÉirinn le haġaiḋ spóirt,
Aċt ca bfios sin do ḃailiḃ
A ḋ'fáġaḋ ceaḋ a reaise
A ḃeiṫ ag iṫe is ag gearraḋ
  Is ag cáineaḋ síos gaċ pór.
A Liam, ó ġaḃ mé in t'aice,
Mar is tú ḃí i gcéill gan easmuilt,
Léiġfeá ar ċiúin-Ġaeḋil i gceart
  Is tuigfeá-sa mo ġlór,
Aċt an lá naċ bfuil sin againn
Sláinte do réir an ċleaċtaiḋ
Le n-ar gcroiḋe istiġ a ṗreabaḋ,
  Is fearrde sinn beiṫ ag ól.

II.

Nó go ndéantar fuil de'n ġealaiġ,
Im de ċloċaiḃ glasa,
Múille dá gaċ madaḋ
Agus caora dá gaċ bó.
Cnuic le huisge ag lasaḋ,
Coinnlí úr' de ċrannaiḃ,
Mná ag ionntóḋ cneasda,
Agus gasraiḋ a ċur ó ġleo,
Éire a ṫabairt go Manainn,
Loċ 'c Oiriḃ a ċur i nglaine,
Grian a ṫabairt ar ṫalaṁ
Le ceann is a ḃfuil beo;
Croiḋe fial gaċ drong ó Ġailliṁ
Is go dtigiḋ neaṁ ar talaṁ,
A dúṫċas féin ní sgarfaiḋ
Leis an Máilleaċ croiḋe go deo.

III.

Is buaḋarṫa ḃí mé ar maidin
Ag búiḋriḃ do mo ṫreasgairt
Is gan bonn sa doṁan agam
A ċeannóċaḋ dom aon ḃróg,
Aċt ag coinneál dliġe le paca
Naċar ċaoiṁ éin-neaċ cneasta,
Aċt amáin seo beagán ḃeiṫ aca
De ṁaoin naċ raiḃ mór;

Aċt go gcúṁduiġiḋ Dia an fear úd
A d'fuasgail mé ó ġearaiḃ,
An Máilleaċ croiḋe gan ġangaid
Is go mbuḋ buan a ḃeiḋeas sé beo;
Is dá lagad é mo ċuid de'n ḟearainn,
Go bfuil mé a' súil go goirid
Go mbéiḋeaḋ ó ḃéal gaċ sleasgaiġ
An dá lá ḃéiḋeas mé beo.
—Is iomḋa cúirt.

## 34. An t-Iolraċ Mór.

I.

D'éiriġ mé go feargaċ ar maidin moċ Dia Doṁnaiġ,
Ċuir mé orm mo ḃróga is mé ag dul go Tír an Ḟiaḋa,
Ag gaḃail trí Ġleann an Duine Ṁairḃ dom casaḋ an t-Iolraċ mór dom,
Is ba geall le dubċán móna é go prámuiḋe ina suiḋeaḋ,
Ṫug mé scraoill is scraċaille air, amadán is óinseaċ,
Cineál Ḃriain 'ac Lóbair de pór Ċaṫail Ḃuiḋe,
Sin ⁊ mo seaċt mallaċt go ḃfearaiḋ sé go deo air
A ṫug mo ċoileaċ óg uaim a leigseaḋ dom a ġlaoḋ.

II.

"Gaḃ do ċiall i gceart ċugat is ná masluiġ mé ar an nós sin;
Dar mo ṁionna is dar mo ṁóide, ní ṫóigfinn ort éan-dliġe;

Níor ṁór liom a mbeaḋ de ḃrabaċ ort i dteaċ na
trosgaḋ dóiġte,
Mar is duine tú ḃí fóintineaċ i gcoṁnuiḋe d'ḟear
sliġe.
Fill is téiriġ a-ḃaile is fiafruiġ ḟéin de Nóra
Cia'n t-ainm a ḃí ar an óig-ṁnaoi a ḃí ag sgóllaḋ
a ċinn;
An clúṁaċ a ḃí ar a leaspaċaiḃ sa teallaċ aca dóiġte,
D' iteadar i gcoṁar é is deaṁan mórán a ḃí
buiḋeaċ."

III.

"Ṫug tú t'eiteaċ, a sglaṁaire, ní luaḋ a ċaiṫfeaḋ
i gcoṁar é
Ná puḋ ar biṫ de'n tsórt sin, gan na coṁursana
ḃeiṫ buiḋeaċ,
Aċt tusa do ċroċ leat é faoi do sgiaṫáin móra
Is ní ċaiṫfeaḋ ráiṫe an foġṁair go gcuiriḋ mé
ort dliġe.
Tá roinn de leaḃraiḃ an tseanċais i dtaisge agam i
gcófra:
Ḃí t' aṫair ar na rógairiḃ ba ṁó a ḃí sa tír,
Go ḃfuiġtiḋe ceart na baintriġe sa neiḋ aige tráṫ-
nóna,
Sin is gaċ sórt eile a gcoṁairfiḋe ann misg."

IV.

"An fad is ṁair na Fianna agam-sa ba dear an
buaċaill óg mé—
Níor ḃradaiġil a ḃinn a foġluim aċt i gcoṁnuiḋe
ag cur draoiḋeaċt',

Ag imirt lúṫ is gaisge, cruaḋ-ċaraiḋeaċt' ⁊ coṁraiċ,
Gur fágaḋ mé ar an nós seo, mo ċreaċ ⁊ mo ḋíṫ!
Tá roinn de na huġdair agam-sa naċar aiṫris mé
go fóill duit,"—
Nuair a ċuala sé na glórṫa ṫuit na deora uaiḋ síos:
"Ġeoḃfaiḋ tú amaċ sa tseanċas gur mac do'n Dearg
Mór mé,
Is má's troid atá tú 'ṫóruiġeaċt, fear roṁam is
ní ḃéiḋir buiḋeaċ."

V.

Ġléas sé a ċulaiṫ ġaisge air, a ċuid airm ⁊ éadaiġ,
A ċlaiḋeaṁ aige ba géire dá mb'ḟéidir leis a ḟáġail,
Mise ⁊ mo sgeal agam gan falaċ aċt mo léine
Gur ionnsuiġeamar a ċéile go dian-ṁoċ sa lá.
Ċífeá na teinte cneasa a ḃíoḋ na hairm a ḃaint as
a ċéile,
Agus leaṫ-uair roiṁ an ngréin a ḋul faoi b'éigean
dó a ráḋ;
Ba geal le dá ṫarḃ sinn ag foirfeaḋ i ngleann sléiḃe,
Is deaṁan fios againn araon caidé an fear a b'ḟearr.

VI.

Sgrioḃ sé fuagraḋ teangṁála ċugam lá'r na ṁáireaċ
Go dtroidfeamuis gan aiṁreas le fáinniuġaḋ an
lae,
Aċt na grástai go ḃfágaiḋ Ó Donngaile, dá maireaḋ
sé san áit seo,
Ḃéarfaḋ sé dom sásaṁ nó caillfiḋe leis é.

'Sé an freagra a ċuir mé ar ais aige nár ġlac mé
ariaṁ cruṫ-eagla
Roiṁ éin-neaċ dá dtáinic ṫar sáile go tréan :
D'éiriġ mé ar maidin is ḃí agam talaṁ gearrṫa
Is cluinfiḋ siḃ ar ball go raiḃ an ḃarr agam féin.

VII,

A ċoṁursana, a' dtaitniġeann liḃ a ḟeaḃas is ċruṫuiġ
féiḋlim
Nuair a ṫroid sé an ḃeiṫiḋeaċ éiscéalta aḃ' éifeaċt-
aiġe cáil?
Ċuaiḋ sé 'un spáirn' le fataċ ba leiṫne ná Ḃinn
Éadain,
Nó an measann siḃ ar éan-ċor go mḃ'féidir go
dtiocfainn slán?
An darna dorn a ṫarraing mé, ḃuail mé ar ċnáṁ a
ġéill é;
Ṫuit sé is deaṁan ḃréag naċ raiḃ néall in mo ċeann:
"Sguir anois is ná maruiġ mé, is molfaiḋ mé go
héag tú;
Ċosain tú clú Éireann gan ḃuiḋeaċas go ḃráṫ."
—D'éiriġ.

---

## 35. Risteard Ó Ḃroin.

I.

Mór is Muire ḋuit, a ṡocair-ḃean áluinn ċiúin;
Is corraċ a ċodail mé aréir ḋo do ċuṁaiḋ;
Má's ḋe ċinneaṁaint ná ḋe ḟortúin a ġeall Dia
ḋom tú,
Dearuiġ go dear deara ort go dtéiḋeam 'un siuḃail.

II.

"Taḃair fios t'ainm agus do ṡloinneaḋ ḋom féin
ar dtús,
Ar faitċíos go n-ionnsóċá go Cúige Muṁan.
Dá ndéanainn-se leat cleaṁnas is ar dtriall a ḃeiṫ
'un siuḃail,
Ḃeaḋ mo ṁuintir go bráṫ i ḃfeirg liom go dtéiḋinn
san úir."

III.

"Seo fios m' ainm is mo ṡloinneaḋ ḋuit féin ar dtús,
Gur mé Risteard Ó Bríon ar Clártaiḃ geala Muṁan.
A ḃfuil caisleáin fada ġeala agam is iarlaiġeaċt
fúṫa
Is inġean Ridire na Coraḋ Finne ag dul a ḋ'éag do
mo ċuṁaiḋ."

IV.

"Má's tú Risteard Ó Bríon ar Clártaiḃ Muṁan.
A ḃfuil caisleáin fada ġeala agat ⁊ iarlaiġeaċt fúṫa,
Ġeoḃfair ainnirín na ḋéada cailce is na ḋáinte
púnt.
Slán is beannaċt leat, a ṁarcaiġ, is ní éalóċá
liom.

V.

"Fan tusa ⁊ bíoḋ foiġid agat, ⁊ ġeoḃfair pairiún
gaċ sóirt,
Gúnaí breaca do ṡáit ⁊ síoda go leor,
Bróga ⁊ sál árd orta ⁊ caṫbairr buiḋe óir,
Agus bantraċa ban bána 'do ḋiaiḋ sa ród."

VI.

"Sin níḋ nár ċleaċt mise ariaṁ go fóill,
Bróga is sál árd orṫa ⁊ caṫbarr buiḋe óir,
Aċt bróga duba daiṫte de'n faisiún a ḃí roṁam
Duḃ is dearg ⁊ anraitín ċaol go leor."

—Mór is Muire.

---

## 36. Brigid Ní Ṗádraic.

I.

Deaṁan mac ríoġ nó árd-flaiṫ
A ḋearcfaḋ Brigid Ní Ṗádraic
Naċ dtiubarfaḋ a fearc is a ġráḋ ḋí
Seaċ's mná deasa an tsaoġail;
A súil is gluise deallraḋ
Ná drúċt ar maidin ṡaṁraiḋ,
Is ciúin 's is deas é a gáire—
'Sí is áille ar biṫ méin.
Ní hiongantas feara Fáil
A ḃeiṫ claoiḋte i ngalra gráḋ léi;
An tráṫ ċím a leacaí is áille
'Seaḋ sgannruiġeann sí mé.
A caol-ċom caitce a táirnigeaḋ
Gan sgiṫ gan stad i bPárrṫus,
A píop mar ealaí ar lán-ṁuir—
'Sí a ḃáróċaḋ gaċ aon.

II.

Is ariaṁ ó baisdeaḋ Críosta
Níor rugaḋ ar talaṁ naoṁṫa
A samail-se de ṁnaoi ar biṫ
    Ar áille go fóill.
Is lúbaċ baċallaċ coinnleaċ
Clúnnaċ clannaċ glunnṁar
Ag feacaḋ go dlúṫ 'na timċeall
    Agus i faoi fáinnib buiḋe óir.
Tá deallraḋ na gcaora caorṫainn
Ar a leacaiḃ is gile ṁíne,
Balaḋ breaġ na taoime
    Go gnáṫaċ ar a póig.
A caol-ċom cailce dílis
Nár smaoinig an peacaḋ a ḋéanaṁ
'Sí a ṫiubarfaḋ an cine daoineaċ
    Ó'n mbás glan gan stróḋ.

III.

Nuair a ṁúsgluiġim tall san oiḋċe,
Ciḋ gur geárr an codlaḋ a ġním-se,
Is ort a ḃím ag smaoineaḋ,
    A ṁín-ċnis mar aol;
Do ġruaiḋ mar na caora caorṫainn,
Snuaḋ na gile tríd sin;
A ṁaiġdean ṁilis ṁín-ġeal,
    'Sé do ċroiḋe tá mar an ċan.
B'feárr liom ná ór na ríġte,
Dá bfáġainn-se gean is gnaoi uait,

Ná mé ḃeiṫ i bfoisgeaċt ḃlaoiḋ uait
    Go leiġeastá mo ṗéin,
Sul dá mbead sé le n-aiṫris ċoiḋċin
Ag an té tá lag mar ġioll ort
Naċ dtiocfá seal 'g ois íseal
    Faoi ċoilltiḃ breáġ' na gcraoḃ.

IV.

Do'n Ráiṫ Áird coiḋċe má téiḋeann tú,
Dearc ar stuaḋ na gcraoḃ-folt,
Féaċ Ḃidí ḋeas na maol-ċruṫ
    Is ní baoġal duit éan-ḃás.
Cíḋ gur buan tá measa ar ċraoḃaiḃ,
Fuarlaiġ mealaḋ ar ṡléiḃtiḃ,
Ḃeirim féin an ċraoḃ duit—
    Is tú péarla an ḃrollaiġ ḃáin.
A stáid-ḃean ḋeas na méar lag
A ḃfuil gnaoi as cionn Síl Éaḃa ort,
Mo ċlú go ndeaċaiḋ i léig
    Aċt an méid a ġaḃ tú i láiṁ;
Aċt ó's fíor gur tusa an péarla,
An stuaiḋ a lag na céadta,
'Si fuaim is blas do ḃéilín
    A ḃéarfaḋ mé ó'n mbás.

V.

Agus an fear a tois an áitḃéis
Agus cian aird' a ḃí na pláinéid,
Siuḃail sé i ḃfus is tall
    Agus páirt de na seaċt ríoġaċt;

Ní ḃfuair sé síos na páipéir
Ar ṡaṁail Ḃriġid Ní Ṗádraic
Ar gile ⁊ ar ḃreáġaċta,
Ar ḋeallraḋ is ar méin.
Cia'n t-iongnaḋ feara Ḟáil
A ḃeiṫ claoiḋte i ngalra ḃáis léi
Nuair a ċím a leacaí is áille
Go sgannruiġeann sí mé!
Tá sí sínte ar ċlárṫaiḃ
Le cur i gcónra i mbáireaċ
Is ḃíoḋ sin mar uġdar áṫais
Ag mnáiḃ deasa an tsaoġail.
—Níl mac ríoġ.

---

# 37. Liam Ó Raiġlle.

## I.

An cuiṁan liḃ-se an oiḋċe úd, ḃí an t-sráid seo lán de eaċraiḃ
Ag sagairt is ag ḃráiṫriḃ ⁊ iad ag trácht ar ar mbanais?
Ḃí an feidil ar clár ann ⁊ an ċláirseaċ dá sspreagaḋ
Agus ḃí triúr de na mnáiḃ bána ann le mo ġráḋ geal a ċur ar leabaiḋ.

## II.

'Mo ḃaintreaċ is 'mo ṁaiġdean a fágaḋ mé go hóg
Agus tabair sgéal ag mo ṁuintir gur ḃáṫaḋ mo ṁíle stór.

Ḋá mbéiḋinn ar an tráiġ an lá sin ⁊ mo ḋá láiṁ ḃeiṫ
sa sgóḋ,
M' ḟocal duit, a ḃean Uí Raiġlle, is deas a ḟeiġeas-
fainn do ḃrón.

III.

Ní hiongnaḋ sgéal cráiḋte a ḃeiṫ ag do ṁáṫair is ag
t' aṫair
Is ag banaltra na gcloċa bán a ḃíoḋ ag tráċt ort is
tú 'do leanḃ.
Ní áiriġim do ḃean ṗórta nár ċóiriġ ariaṁ do leabaiḋ.
Is ó ċuaiḋ tú 'un na tráiġe an lá sin, mo léan gur
ḟáṫruiġ ort a ṫiġeaċt a ḃaile.

IV.

Is níor ṁór liom do Liam Ó Raiġlle a ḃeiṫ 'na ċliaṁain
ag an ríġ,
Agus cuirtíní geala gléigeala ar gaċ taoḃ de ins an
an oiḋċ';
Maiġdean ċiuin ċéillíḋe a ḃeiṫ ag réiḋteaċ a ċinn;
Agus ó luaiḋeaḋ sinn lé ċéile, is truaġ mar d'éag
tú le mo linn.

V.

Tá do ṡúili ag na péistiḃ ⁊ do ḃéal ag na portáin;
Tá do ḋá láiṁ ġeala ġléigeala faoi ġéar-smaċt na
mbradán;
Cúig ṗunt a ḃéarfainn do'n té a ṫóigfeaḋ mo ḋian-
ġráḋ,
Aċt 'sé mo léan tú ḃeiṫ t' éanraic, Neili Ġléigeal
Nic Ṡiúrtáin.

II.

Dá mbuḋ liom féin í, do ḃéarfainn aeḋear ḋí
Gaċ éan-lá aonaiġ ⁊ margaiḋ,
Síodaí craereac is gaċ níḋ dá réir sin,
Agus beiṫinn mar ċéile aici ag caiṫeaṁ an
tsaoġail.
Ḃuailfinn prionnda go deas i dtumba
Agus ḋéanfainn sgonnsa ⁊ balla fóid.
Dúċaiġ an ṗrionnsa, dá mbuḋ liom-sa é,
Is leat do roinnfinn é, mo ṁíle stór.

III.

Ḃean is fiċe ḃí i n-uraiḋ i ngráḋ liom,
Aċt i lán na sráide níor ċuir mé suim
Nó go dtáinic an ṁaiġdean ba ciuine gáirí
Is gur ṫríd an ḃfáinne go gcuirfeá a com.
Ḃí culaiḋ ġeal uirṫí ḋe'n tríoda Spáinneaċ
Agus mil go ḃfairsgriḋe ar gruaig a cinn ;
Is gur b'é mo ġráḋ-sa do'n ṁaiġdean ṁánla
A d'ḟáguiġ craiḋte mé le mo linn.
—Ar an gCoill Ṁóir.

---

## 39. Ruaiḋrí Ó Caṫáin.

I.

Is a Ruaiḋrí, is mór an sgéal
Naċ raiḃ tú i n-Éifeaċt fad ó aruaiṁ
I n-Aċḋruim, 'sé mo léan,
A raiḃ na Gaeḋil dá ngearraḋ siar.

VI.

Beannaċt Dé do'n ṫriúr a ċuaiḋ go Cill Eanainn
Ag ioḋlacan an Aṫar Peadar ḃí i n-aois a ċeiṫre
fiċid.
Dá dtigtá faoi ċeann míosa—aċt, mo léan ċoiḋċe,
ní ṫiucfaiḋ,
Agus naċ truag sin bean san oiḋċe, ⁊ a caoiṁteaċ i
mbarr tuinne.

VII.

Mo ṁallaċt do na saoṫraiḃ a rinne an bád,
Naċar aiṫris dom féin go raiḃ an t-éag ins na cláir!
Dá dtéiḋteá go Coill Tóċair ⁊ an t-áḋmad a ċeannaċt
daor,
Ní báiḋfiḋe mo stór-sa ar ċórtaiḃ Mal Bay.

—An cuṁan liḃ.

---

## 38. Ar an gCoill Ṁóir.

I.

Ar an gCoill Ṁóir a ḃím 'mo ċoṁnuiḋe
Agus mé faoi ḋólás anois le bliaḋain,
Ag cuiṁniuġaḋ uirti-se, an cúilín ómra—
A gruaiḋ mar rósaiḃ is a béal tá binn.
Ag tiġeaċt an Doṁnaiġ bím go ró-lágaċ
Ar ṫúil go seolfaḋ Dia in mo ḃealaċ í;
Arís tráṫnóna bím-se go brónaċ
Ag cuiṁniuġaḋ ar ċóṁráḋ mo ċailín ċaoin.

Ṫóigfeá brataċ Éireann
'Gur le féiḋm do ċaiṫfeá í,
Is dá gcuirtí cróin Ríog Séamus ort,
Cia d' éileoċaḋ a baint díot?

II.

Is a Ruaiḋrí, is mór an stáid dom
Leat do ċáiliḋeaċt a ċur síos
I gcionn do ṁaide láiṁe
Agus do ṡreang á'd i n-a taoḃ.
Is iomḋa fear a d'ḟéaċ tú
Agus réab tú leat 'na líġ,
Is ṫug tú an barr ó Éirinn
Ar gaċ gáḃaḋ dár ġaḃ tú ṫríd.

III.

Is a Ṁíċil Ṗádraic Ruaiḋrí,
Ṫug tú an buaḋ leat ṫar an gCaol,
Agus amuiġ i nInse Guaire
Fuair mé tuairisg ar do ġníoṁ.
Anois ó táim 'mo ċléireaċ
Is gur féidir liom a sgríoḃ',
An dá ċineaḋ a ċur le ċéile
Agus dúḃṡlán Éireann a gcur síos.

IV.

Mo ġráḋ tú, a Ṡéamuis Ḃáitéir;
Ċuir tú Ṗáidín Tomáis síos,
Is gur b'é s'd a dúḃairt an Eaglais,
"Gaḃ do ṗáidrín is ná bí ag bruiġin."

Teaċt na Féile Pádraic
    Tiocfaiḋ an cás seo ar ais arís,
Is béiḋ Ruaiḋrí flaiṫ sáṫaċ láidir
    Is déanam ceannṗuirt de Ṡeágan Aoiḋ.

V.

'Séard dúḃairt an genearálaiḋe Tomson
    Le Blácaċ Rinn a' Ṁaoil
Gur mór a ċaill an ḃainríoġain
    Naċ raiḃ an dream sin faoi n-a riar;
Ḃeaḋ Ḃeailiġint is Flanders ann
    Gan ċaint ar Ṗortuiġí;
Ruaiḋrí ḃeiṫ 'na ċeannṗuirt
    Is ḃeaḋ an Ḟrainc aca gan piġinn.

VI.

Ṡeol mé in mo ḃád
    Ar Inis Ḃearnan go Rinn a' Ṁaoil,
Ag an oileáinín taoḃ ṫall de
    Le a mbíonn árus ag na naoiṁ;
Casaḋ orm an Dálaċ
    Is níor ḃ'áil liom é a ṫeaċt romam;
Laḃair sé go fállsa
    Briseaḋ an sáḃ is níl sé i dtiún.

—A Ruaiḋrí.

## 40. Doṁnall.

### I.

Éiriġ suas, a Ḋoṁnaill, is ná bíoḋ brón ort ná tada faoi,
Is gur b'é r'd deir mná na háite is gach ceárd dá ngabaim tríd
Go dtug mé searc is gráḋ ḋuit le láiġeaċt do ċuid grinn,
Is go siuḃailfinn an doṁan clár leat le áilleaċt guṫ do ċinn.

### II.

Éiriġ suas, a ġráḋ geal, is cuir fál ar do ċuid féin,
Nó má téiḋeann na ba sa ḃfásaċ, is fánaċ a ḃéiḋeas sé;
Tá crann i lár an ġáirdín ag a ḃfásann air bláṫ féiṁ,
Is gur fíor, dá mbainti an barr ḋe, go bráṫaċ naċ ḃfásfad sé.

### III.

Ġeall tú cuid is maoin dom is maorṫa beiṫ ar mo ṫréad;
Ġeall tú ḋom go ndéanfá go dílis gan bonn spré.
Nuair a fíl mé a beiṫ críonna 'seaḋ ḃí mé óg gan ċéill,
Is an bean a ċreidfeaḋ arís tú, gur díreaċ a ḃeaḋ an sgéal.

### IV.

Tiocfaiḋ an ġaoṫ Márta ar na gaiṁnaiḃ ins an ḃféar;
Tiocfaiḋ an sneaċta gáiḃteaċ ar na máiṫreaċaiḃ dá réir;

Tiocfaiḋ 'ċuile ċall ort má ḟágann tú mé 'do ḋéiḋ,
Agus diombuaḋ Ríoġ na ngrást do'n té a d'ḟág mé
faoi léan.

V.

Síl tú an aiṫriġe a ḋéanaṁ aċt ḃí tú ruḋ beag mall;
Rinne tú peacaḋ an lá sin is nár ḃ'é sin féin an feall?
Tá fios ag Ríġ na gcréaċt is na réigiún atá ṫall
Go ḃforfá gan piġinn spré mé, dá mb'ḟéidir leat mé
fáġail.

—Éiriġ suas.

## 41. Tá na Saiġdiúirí ag dul anonn.

I.

Tá na páipéir dá saiġneáil ⁊ na saiġdiúirí ag dul
anonn;
Tá dromadóirí aoiḃinn' aereaċ ag Clainne Gaedeal
ag gaḃail go Tír na Long.
Dá mbeaḋ agam, is duit a ḃéarfainn céad is dá
ṁíle bó
Ar ċúntar tú ḃeiṫ 't' féirín liom go Conndae
Ṁuiġ-Eo.

II.

Agus ag luiġe ḋam san oiḋċe ġním osna a ḃíos mór;
Ag éiriġe ḋom ar maidin 'sí mo ṗaidir mo ḋeor.
Tá gruag mo ċinn ag tuitim ⁊ ag imṫeaċt mar
an gceo,
Is le cuṁaiḋ 'do ḋiaiḋ, a ṁuirnín, ní ḃéiḋ mé
i ḃfad beo.

III.

Nuair a éiriġim amaċ go huaigneaċ ⁊ a féaċaim uaim ar an gcnoc úd tall,
Bím ag smuaineaṁ ar mo ċúilín dualaċ a d'fáguiġ an ċruaḋ-arrainn ċrí mo lár.
Tá mo ċroiḋe istiġ 'na leaca ġual duḃ is fear mo ṫruaiġe níl aċt Rí na ngrást,
Agus cébí cailín óg a ḃéarfar uaim tú, go sintear suas í i gcónra ċláir.

IV.

Tá fios ag Dia dílis gur b'iomḋa smuaineaṁ cruaiḋ deacraċ
Ag dul trearna trí mo ċroiḋe istiġ mar ġeall ort-sa le fada.
Dá mbeaḋ bliaḋain ar fad san oiḋċe, is leat baḋ ṁian liom í ċaiṫeaṁ,
Agus díombuaḋ na naoṁ ḋuit, má ġníḋ tú mo ṁalrait.

V.

Tá mo stocaí is mo ḃróga stróicte liom síos;
Tá mo nua-ċulaiḋ ṗórta, mo ḃrón géar, le sníoṁ;
Tá gini i dteaċ an ósta orm, is níor ól mé ariaṁ píġinn;
Aċt mo léan, a ṁíle stóirín, gan mé is tú óg seal arís.

VI.

Dílleaċt boċt cráiḋte mé a fágaḋ faoi leattrom,
Agus dá mbeaḋ mo ċlú tárruiġte, cér ċás dom a ḃeiṫ folaṁ?

Aċt níl éin-ḟear i nÉirinn a ḋéanfaḋ éagcóir ar mo
    ḟaṁail
Naċar ḋeacair ḋó a leas a ḋéanaṁ, ná a ḋul ar éan-
    ċor do na flaiṫis."
—Tá na páipéir.

## 42. An Spailpín Fánaċ.

I.

Tá na Franncaiġ anois istiġ i gCill Eala,
  Agus béiḋmuid go leaṫan láidir;
Tá Bonaparte i gCaisleán an Barraiġ
  Ag iarraiḋ an dliġe a ċeap Sáirséal.
Béiḋ bearricí an ríoġ is gaċ éan-oiḋċe trí lasaḋ
  Agus yeomen againn ar gárda,
Puiceanna an Béarla go síorruiḋe d'á leagan—
  Sin cabair ag an Spailpín Fánaċ.

II.

D'ḟuiḋe liom lá a ḃeiṫinn i dtír gan ċaraid
  Ná bliaḋain ṁór fada is páitċe
Ag baint na díogan is d'á síor-ċartaḋ
  Go dtéiḋeaḋ an ġrian ina hárus.
Glacfaḋ fir ó ríġ na gCraipí;
  Beiḋ spic ⁊ cleiṫ is gaċ láiṁ liom;
Agus ar an tsráid seo arís ní blaoiḋfiḋear m'ainm—
  Cia gcoṁnuiġeann an Spailpín Fánaċ?

III.

Déanfaiḋ mé mo leas ⁊ fanfaiḋ mé sa mbaile
  Bliaḋain ḃeag eile mar tá mé,
Mar is buaċaillín súgaċ mé, lúṫṁar meanmnaċ
  Is ḃréagfainn bruinneall ṁánla—
Sé mná déag a ḃí ag éad is ag iomaḋ liom,
  Súil ar go gcraiṫfinn láṁ leoḃta,
Is gur b'é s'd deireaḋ an straoill naċ dtiuḃarfainn
      ṫar an tairrig,
  Behave yourself, 'Spailpín Fánaċ.

IV.

Ag saoṫrugaḋ mo ṗáige a ḃíḋim-se is d'á sgapaḋ,
  Agus ní céim síos do na mnáiḃ é,
Ag blaoḋaċ mo ċáirt is ag ól mo ġloine
  Is d'á íoc amaċ gan cáirde.
B'ḟearr le mo stóirín fear ceoil aici ná talṁaiḋe,
  Siúinéaraiḋe, deileadóir ná táilliúir,
Is gur b' ag an gcréin a ḃeaḋ an méid sin 'na seasaṁ
  Ag súil le tairḃe mo láiḋe.

V.

I n-Inis a ḃíos is mo ċúl le balla
  Agus arís go dtí lá 'r n-a ḃáireaċ;
Mná na leannta ag glaoḋaċ isteaċ orm
  Súil is go n-ólfainn mo ṗáige.
Táinic mé isteaċ is deaṁan pigínn a ḃí in mo ḃealaċ
  Agus mé go leaṫan láidir,
Is deaṁan cáirt dige a ġeoḃfainn ar m' focal,
  Mar ḃí mé 'mo Spailpín Fánaċ.

VI.

Is d'árduiġ mé mo láiḋe liom suas go Gaillimh
  Is mé ag gabáil ag saoṫruġaḋ páiġe.
I gConndae an Ríoġ ba ṁian liom seasaṁ,
  Aċt ní ḃfuiġinn ann biaḋ ná páiġe.
Ar ċuantaiḃ Ḃ'l' Áṫa Cliaṫ a liaṫ mo ṗlaite
  Is nár ḃ'é sin an t-aistear náireaċ?
Aċt i measg mo ġaolta pósfaiḋ mé feasta
  Is ní ḃéiḋ mé 'mo Spailpín Fánaċ.
—Tá na Franncaiġ.

## 43. Leaicí an Ċúil Ḃáin.

I.

Is a ṡagairt, níor ċlú ḋuit an ċoinneall a ṁúċaḋ,
  Mar nḋéantá ar Ṁúr é gan tuirsint,
Is gur feasaċ na cúigí go ḃfuair mé mo ṁúnaḋ
  Maidir leis an gcúrsa a ḃí ag imṫeaċt.
Léiġfinn na húġdair is go ríoġ-ṁaiṫ na nuaiḋeaċta,
  Is naċ níḋ é ba dual do mo ḃunaḋ?
Aċt agraiġim le dúṫraċt an té a ċuir an gúnna ort
  Nár ḃainiḋ sé ḋaṁ-sa—an droċ-ġuiḋe.

II.

Is naċ mitid dúinn gluaiseaċt; tá an tAifreann dá
    ḟuagairt,
  Anois ó tá gruaim ar an sagart,
'S gur ḃ'é aingeal an uabair a ṫarraing mé i mbuaiḋ-
    readh

'Gur a ṫuill dom mé a ḃualaḋ faoi'n tairriġ.
Níl uaċtarán tuaiṫe ar seo go bun Ċruaiċe
Ná ċugad go mbuailiḋ sé Gailliṁ
A ċluinfeaḋ mo ṫuairisg gan áireaṁ ar mo ṡuairceas
Naċ ndéanfaḋ annsin truaiġe do Leaici.

III.

Is a gcualabar, a ḋaoine, gur ḟéan Peadar Críosta
Is naċ bfuiġeaḋ sé cead suiḋe leis na hEasbuil,
Is go dtiubraḋ sé an ḃóta a ḃí ṫíos ina ṗóca
Naċ ndéarfaḋ sé 'gaḃaim' go maidin.
Má rinne mé misg is naċ bfillfinn arís ann,
Mar rinne na mílte roiṁam ċeana,
Ḋéanfainn ann faoisdin 'gur aiṫriġe glan díreaċ,
Is níor ċóir mo ċraoḃsgaoileaḋ faoi'n bpobal.

IV.

Tá ḟios ag Ríġ an Doṁnaiġ naċ bfuil mé 'mo rógaire
Is naċ air fuair mé foġluim ḃeiṫ bradaċ,
Is dá leagaidís a bpócaí roiṁam ar na bóiṫriḃ,
Go mb' eol dom gan sgrioḃ a ḋul tarsta.
Níl sagart sa deóise naċ dtiubraḋ dom a ḃóta
Naċ ndearnaiḋ mé sórt ar an mbealaċ
Aċt ag meallaḋ 's ag pógaḋ na gcailíní óg
Is naċ mí í a d' óirfeaḋ do mo ṡaṁail?

—Is a sagairt.

# 44. An Ḃeinsín Luaċra.

I.

Agus a ċailín sgoṫ na luaċra,
Is truag liom do ḃeart ar lár.
Naċ dtiocfá liom ar uaigneas
Faoi ḃruaċ na coilleaḋ is gluise bláṫ?
Sagart ní ḃfuiġiḋ sgéal air
Ná éinneaċ d'á ḃfuil le fágail,
Nó go dtagaiḋ caint do'n ċéirsiġ
Agus Gréigis do'n lon duḃ breág.

II.

Níl stoca agam is níl bróg agam
Is níl stól agam le a suiḋfinn síos;
Níl mo ḃríste ar fógnaṁ
Agus, dar nóinín, tá an ṗluid gan fiġe.
Níl dá ṗiġinn ar an doṁan mór agam,
Is go ḃfóiriḋ orm Íosa Críost,
Is tá a lán de ṁnáiḃ na n-óstaí
Sa tóir orm faoi luaċ na diġe.

III.

Agus ní ṁeallfaiḋ tú mé, a ḃuaċaill,
Le do ċluainiḋeaċt is níl gar duit ann,
Is a liaċta cailín stuamḋa
Ag iomċar ualaiġ is d'á ġaḃail go fann.
B'fearr liom ag baint na luaċra
Agus dá tuaraḋ go lá mo ḃáis
Ná do leanḃ ḃeiṫ ar mo ġualainn
Ag cur do ṫuairisg is gan tú le fágail.

IV.

Ġeall tú gini is punt dom,
  Agus ḃí dúil orm ḃeiṫ 'cur 'na ċeann,
Culaiṫ ó ḃonn go huaċtar
  Agus guanna de'n tríoda bán,
Sin is a teaċt ar cuairt agam
  Gaċ neoin is gaċ maidin breáġ
Le luaċ mo ḃeinsín luaċra,
  'Gus a ḃfuair mé dá easonóir.

V.

Is naċ olc an congantóir daṁ-sa tú
  Lá an foġṁair is mé ag baint an lín?
Do ḟeirseaċ lá an Ṁárta,
  Níor ḃ' áḋtaṁail tú ag cur an tsíl.
Ní ḋéanfá cruaċ ná stáca
  Mar ḋéanfaḋ éan-ḟear sa tír,
Agus a Ṁic Ṁuire is a Ríġ na ngrásta,
  Cér ḃ' áil liom ḃeiṫ meaṫ do ċionn?
—Agus a ċailín.

---

## 45. Cuaiċín Ġleann-Néifinn.

I.

Tá an ḃainseóigín seo cuṁarta;
  Ní luiġeann druċt uirti ná tearbaċ.
Nuair a ṫiocfas an saṁraḋ gléigeal,
  Ḃéiḋ mil ag téaċtaḋ ar ḃarraiḃ crannaí.

Tá cuaiċín i nGleann Néifinn
  Naċar ḟéad mé ariaṁ a meallaḋ,
Agus a stóirín, taḃair o'n bpéin mé ;
  Tá do ṁéin ṁaiṫ do mo lagaḋ.

II.

Agus ċuaḋmar-ne le ċéile
  Ag déanaṁ réidtiġ go teaċ an tsagairt.
Ṫáinic aiṫṁéala ar mo ċéad searc
  Agus d' éaluiġ sí uaim a ḃaile.
Ní cuṁaiḋ a ḃí 'na déiḋ orm,
  Ciḋ naċ é ḃí a muintir a aiṫris,
Aċt ar dtaḃairtin ó n-a ċéile,
  Is a Ḋia ġléigil, naċ mór an peacaḋ ?

III.

'Gus a stóirín, ó ná tréig mé,
  Mar ġeall ar a ḃeiṫ folaṁ,
Is a ġoirdeaċt is ḃeaḋ poll na móna
  Ag taḃairt na mbó uainn is d'á mbargaḋ.
Dá mbeiḋinn is tú pósta
  Is go n-éireoċaḋ an saoġal go maiṫ linn,
Ḃeaḋ airgead i n-ar bpócaiḃ
  Agus ór buiḋe le sgapaḋ.

IV.

B'aiṫ liom an fear ar foġnaṁ
  I dtús an foġṁair ⁊ páitċe an earraiġ,
A ċuirfeaḋ ⁊ a ḃainfeaḋ an eorna
  Agus a ċoṁairfeaḋ í 'na beartaiḃ

Saiḋḃreas ríoġ na Fódla
  Agus a fáġail in' ór buiḋe le sgapaḋ,
Agus go mb'fearr liom mo ṁíle stóirín
  Ná mo ṗósaḋ le baintriġ.

## V.

Tóigfiḋ mé mo seolta
  Go duḃḃrónaċ liom ar maidin
Ar cuairt ag mo ṁíle stóirín
  Is go deo deo ní ċasfad.
'Séard duḃairt sí liom naċ bpósfainn
  A rós-ḃéilín meala,
Is ní léir dom na bóiṫrí
  Ag na deoraiḃ do mo ḋallaḋ.

## VI.

B'ait liom fear láiḋe,
  Fear sleaġáin ⁊ fear sluaiste,
A ḋéanfaḋ a ṡúiste a láiṁsiuġaḋ
  Ar an tsráid seo is é ag bualaḋ.
Fágfaiḋ mé an áit seo,
  Mar tá sé 'na ċír tuaiṫbill
Agus leanfaiḋ mé do mo ġráḋ geal
  Is gaċ ceárd dá bfuiġiḋ mé a tuairisg.

—Tá an Bainseóigín.

## 46. An Teanga Gaeḋilge.

I.

Raċaiḋ sinn anonn go Tír na Long
 Ar cuairt ag Ríġ Éamonn,
Go bfeiceamuid cia'n fáṫ ar ṁionnuiġ sé go fallsa
 Naċ raiḃ i mbriaṫraiḃ an Ṗápa aċt bréaga.
Aċt tá sé mar ḟeoḋa i bpalás na Róiṁe
 Agus é 'na ṡuiḋe i gcaṫaoir as Párrṫus
 Cuirfiḋ sé na hAlbanaiġ síos le fánaiḋ
 Agus croċfaiḋ sé an glas-uaiṫne dúinne i n-áirde.

II.

Tá na máiġistrí sgoile ag múnaḋ na bpáistí
 Agus d'á dteagasg i dteangaiḋ Naoiṁ Pádraic.
Ṫáinic mór-uaisle anoir as Baile Áṫa Cliaṫ ċugainn
 D'ár neartuġaḋ is d'ár ndéanaṁ láidir.
Tiocfaiḋ an lá go fóill a mbéiḋ sinsear go leor
 Ag guiḋe ar son an ṗáirtiġ.
Tá múnaḋ na Gaeḋilge d'á sgapaḋ ar fud na hÉireann
 Agus ag díbirt ar náṁad tar sáile
 Go gcroċaiḋ sí an glas-uaiṫne dúinne i n-áirde.

III.

Gráḋ mo ċroiḋe go bráṫaċ an ṁuintir a ṫroid an náṁaid
 Le sparraiḃ ⁊ le piciḃ géara—
Ċuaiḋ sinn go Cúl Cearnaḋ ⁊ a dtuaiḋ amaċ an Bearna,
 Agus an Dubdaċ mór mar ṗránsaċ linn d'ár dtreoruġaḋ

Go ndeaċaiḋ sinn 'un na Muaiḋe ⁊ as sin go Cúige
Muṁan
Agus tart le báḋḃún Luimniġ,
Go dtáinic sinn 'un an ċampa ḃí roṁainn i gCaisleán
an Ḃarraiġ;
Ċuireamar é le fánaiḋ na sráide.
Ṫroideamar an lá sin mar ḃeaḋ na leonṫaiḃ bána
Gur ċroċ sinne an ġlas-uaiṫne i n-áirde.

## IV.

Tá Árd-Eaglais na hÉireann ag iomaḋ ⁊ ag éad
Le briseaḋ croiḋe ⁊ le náire,
Mar leig siad an teanga Ġaeḋilge le fada faoi léan
Ḃrúiġte faoi ċois ar náṁad,
Aċt táṫar d'á múnaḋ ar fud gaċ Cúige
Agus go mór ar fud na hÉireann
Aċt croċfamuid i n-áirde í nuair a ṫiocfas an
lá breáġ
Coṁ hárd le Cian óg ins na spéarṫaiḃ,
Ag croċaḋ suas na glas-uaiṫne i n-áirde.

## V.

Tá bunaḋ Ṁáirtín Liúṫair ag imṫeaċt le mío-rún,
Le iompáḋ ⁊ le bréagaiḃ,
Ag iarraiḋ deáġ-ṁóide a ḃualaḋ síos le fánaiḋ,
Agus iad féin a ḃeiṫ i gcoṁnuiḋe i gcéimiġeaċt.
Aċt tá sinn ag éirġe láidir tart ins an áit seo
Agus gan aiṁreas amaċ ins gaċ réigiún,

Agus dá dtéiḋteá anois i láṫair amaċ tar sáile,
Ġeoḃfá céad míle fáilte ag fir óga ⁊ mná na hÉireann—
Go gcroċaiḋ siad an glas-uaiṫne suas i n-áirde.
—Raċaiḋ sinn.

## 47. Seaċrán Ċearḃaill.

Lá breáġ dá ndeaċamar ag breaṫnuġaḋ ar an ríġean ṁná—
Ba í siúd ainnirín na maille-rosg ⁊ na mín geal breáġ;
Ḃí a gruaiḋ ó ṫrí ġarṫa léi mar ḃreacamuinn an t-aol mar ḃláṫ,
Is a seang-ċum ṁalaiḋ le go seasfainn léi gaċ síor-linn ann.

Ta siúd aici—dar Peadar ó! má's fíor le ráḋ
Rós-ḃéilín meala le caiseal is le caoin-ġeal cnáiṁ;
A móḋ-ċum cailce taoḃ-ṡneaċta a ċuir na mílte 'un báis.
Tar éis ón í a feiscint 'seaḋ ḃreaṫnuiġeamar an níḋ do ráḋ.

Seaċrán.

'Sé an níḋ do ḃreaṫnuiġear féin annsúd, mar smaoiniġim mo ḃriaṫra ar mar ḃearraim mo ṁeanmna: dá dtugainn-se an tsaint sin do ġráḋ seirc nó síor-ġruinn go ndéanfaiḋe braon báis ⁊ mion-aṁuill de ċorp aindeoin mo ċroicinn orm.

Aṁrán.

A Ḋia, cad é ar ḃ'eagal dúinn taitneaṁ ná pianta
    báis
Ná a ḃeiṫ do mo stangaḋ ó go maidin midi le crann
    a ḃeaḋ ṫart síos i mbláṫ?
B'ḟearr liom seal fada a ḃeiṫinn ag breaṫnuġaḋ ar
    a mín-ċnis breaġ
Ná a ḃeiṫ ḋ'á meallaḋ ó—go maidin ciḋ gur baoṫ
    ḋom a ráḋ.

Seaċrán.

Níor ḃaoiṫe ḋaṁ-sa súḋ a ráḋ ná ḋo Ḟionn ṁac Cuṁaill ṁac Airt ṁac Tréanṁóir Uí Ḃaoisgne a ċaiṫ gaċ lá gaċ bliaḋain ag tos na léime brice buaiḋe, ar ṫaoḃ Ḃinn Éadain ṁic Éadġaoiṫ ṁic Aṁalġaiḋ, an áit a dtáinic an ċéad laoċ, an ċéad long ⁊ an ċéad ḟaṫaċ go hÉirinn ariaṁ.

Aṁrán.

Tabair sgéal uaim ċuici ⁊ aiṫris di naċ ag taoḃ léi
    atáim,
Go ḃfuil sin bean eile go fada do mo ċlaoiḋeaḋ le
    gráḋ,
A ḃfuil lán-doṁan duine ins gaċ buinneaṁ d'á buiḋe-
    ḟolt breáġ
Nó an ḃfuilti-se 'n-'ur gcodlaḋ nó an miṫid daoiḃ ar
    ḃfor-sgéal fáġail.

Seaċrán.

'Sé an for-sgéal a ḃí ann-súd: Triúr bodaċ a ḃí ag Cairbre Mac Aoiḋ, a ḋóiġ a gcuid móna i dtús

geiṁriḋ, ⁊ i ndeireaḋ earraiġ gan réiḋ-ṁaide con a ḃeiṫ aca. Ċuaiḋ siad ag iarraiḋ cead coille ar Ċairbre. Ṫug Cairbre sin dóiḃ. Ṫóigeadar leoḃṫa ar maidin lá'r na ṁáireaċ a dtrí tuagánna ċúl-tanaiḋe ḃéal-reaṁra, a dtrí goitte ḃrisde ṁaolḃearnaċ. Ḋearnad siad a dtapa ⁊ ṫugadar an ṁiotapa leoḃṫa, ḃriseadar a gcuid maidí rámha ⁊ leigeadar a gcéasla le sruṫ.

Amrán.

Ḃa í sniúd ainnirín na mín-ċruṫ bán
Ag insint an ċluiṫċe úd go haċṁuinneaċ síos ar láiṁ:
Ḃí pigínn insan maide aici ⁊ dá leiṫ-ṗigínn eile amaċ ar ċlár
Is gan oḃaḋ ó éan-ċluiṫċe ó oiḋċe nó go n-éirgeaḋ an lá.
Mná ó! na cruinne ar fad is ḃidís sin ar m'éan-taoḃ an ċláir,
Ḃuḋ tusa féin mo ṫoga ⁊ mo roġain, má's mian leat m' ḟágail.

Seaċrán.

Sire.—Láṁ m'aṫar ⁊ mo ṁáṫar is maiṫ an t-áḋ naċ mbím.

Amrán.

Ḃím-se lá im' easbog i gCaiseal is i gcianta cáċ;
Mar ríġ ar gaċ cleasaiḋeaċt go haċṁuinneaċ 'seaḋ ḃiḋim gaċ lá;
Lá beag eile is gan agam aċt an pice i mo láiṁ
Siar ó ċoir ċaṫuiġte ⁊ ag caiṫeaṁ ó! mo ḋísli ar ċlár.

Seaċrán.

Is beag an fáṫ a ḃí ḋaṁ-sa an ḋís úḋan a ċaiṫeaṁ, meireaċ a olca 's imrigim (an) buaḋ. Buaḋ ar ḟearaiḃ tucar-tacar táiplér óir. Lá ḋá raḃas ⁊ an rós-ḃéalaċ ag imirt ċluiṫċe fó'n eang ruaḋ, ḃí triúr ar ċalaḋ, triúr ar ḋorar. Ṫáinic treall ḋona ṫubaisteaċ ḋe ṁuinntir an tiġe isteaċ. Duḃairt an ḋorar a ḋúnaḋ. D'imir beart an clear i m'aġaiḋ. Dá mbeiḋinn annsin go ríoc ní iarrfainn maide.

Aṁrán.

Is go ḋruim áṫa na tubaiste 'seaḋ casaḋ mise i ḋtír
gan snáṁ,
Fear na tuaiġe giorra naċ seinneann ó—ḋe ċum ḋeas
ḋán.
D'ionnsuiġ ḋís eile an tSionainn ṫrí Luimneaċ síar le
fán
Is naċ truaġ ġéar sin ḋuine a ḃeiṫ i ngil-éaḋtrom a
ḃí inḋé beo slán.

Seaċrán.

Hibill-heaḃaill, giorrán capaill, easbog ceanainn ⁊ call air.

Aṁrán.

Bím lá beag eile a mbíonn mallaċt ó gaċ Pápa 'mo
ḋiaiḋ
Faoi mo ḃean ⁊ mo leanḃ ⁊ mo ḃanaltra ḃeiṫ i n-ánn
a gcliar;
Ḋeaṁan sin gort socair naċ i ḃfogus ḋó tá móinín
fraoiġ

Ná an gleann doṁan gan an abainn a ḃeiṫ ag gabáil
  ṫríd síos.
Tá an pota seo 'na ḟodar ⁊ deaṁan a ḃfuil de ċoṁ-
  nuiḋe faoi
Agus ní hionduaṁail an sonas gan an donas a ḃeiṫ i
  n-ordlaiġiḃ ṫríd.

—Lá breáġ.

## 48. Cataoir Ṁac Cába.

I.

Ní cataoir mo Ċataoir mar ċataoir na ndaoine;
Ní cataoir mo Ċataoir mar ċataoir na ríġeaḋ.
Níor rugaḋ ariaṁ éan-Ċataoir ó ṫúsuiġeaḋ an dile,
Cataoir ar biṫ mar mo Ċataoir; ba í Cataoir ḃreáġ
  an tsiamsa í.

II.

Ba tú seabac na hÉireann ⁊ Déadra de Ċlainne
  Ḃaoiscne;
Ba tú bradán ruaḋ Loċ Éirne 'sé mo léan tú ḃeiṫ
  sínte.
Rún-searc mo ċléiḃ tú, mar duḃairt Déirdre le
  Naoise
Nó an dtiocfá dom' ḟeáċaint lá éigin de'n ṁí seo?

III.

Ní tréan mo labairt ⁊ ní hé sin mo ċúis náire,
Aċt mar ċaḃan boċt sgoilte mé o ċaill mé mo ċúl
  báire.

Níl pian ⁊ níl galra, dá mbaḋ gar a béiṫ trom-
ċráiḋte,
Mar eág na gcarad ná sgaraḋ na gcompánaċ.

IV.

Is fada mo ṫriall ⁊ mé ag siubal an róid liom féin
Ar uaiġ mo ċarad gur ċailleas ann raeḋearc mo ḟúl.
Ní ḃfuair mé agam ⁊ mé ag folcaḋ na ndeor go trom
Aċt an ċruaiḋ-leac ḋaingean ⁊ leabaiḋ de'n ċré
bí dlúṫ.

V.

Ḃaraṁail do mo ḃaraṁail gur imṫiġ tú féin uaim;
Ḃaraṁail do mo ḃaraṁail naċ ḃfeicfiḋ mé go
héag tú;
Ḃaraṁail do mo ḃaraṁail gur giorraḋ tú ar mo
laeṫiḃ,
Aċt ní ḃfuair mé ariaṁ leagan naċ dtóigfeaḋ mac
Dé mé.

—Ní Caṫaoir.

---

## 49. Muirréad Ní tSaiḃne Ḃáin.

I.

A Ṁuirréad óg na n-ór-folt fiġte go féar,
Na dtroillsí óir ba leora, ba deise sa saoġal;
Fuaireas póg ó mo stór is mé ag imteaċt i gcéin,
Agus naoi dtráṫa beo gan éan-lón 'seaḋ ċoimniġ
sí mé.

## II.

A Ṁuirréad gléigeal, ní céile duit an leadaiḋe buiḋe,
Nó ḋo do ċum geal séiṁiḋ is séiġeantaiġe is is gile ná an t-aol;
Do ḃráiġe gléigeal mar na caorṫaiḃ cruinne ar craoiḃ
Is go ḃfuil t'ḟéaċaint mar réaltaiḃ na soininne ag tiġeaċt.

## III.

Is b'ḟada liom uaim go ngluaiseaḋ solus an lae,
Is mé ag tarraint go buan ar cuairt 'un tairge mo ċléiḃ,
Ainnir na gcuaċ, is a gruaiḋ ṫrí ġarṫa mar an gcaoir,
Is naċ mé tá go duḃaċ ar ḃruaċ na coille liom féin?

## IV.

Is a ġile na ḃruce, ciḋ gur tanaiḋe tuarṫa atáim,
'Sé mo ġráḋ do ċuimín geal mín cuṁarṫa tláṫ.
Is ceann ḋe do ċrutaiḃ a ċoinniġeas an fiaḋ 'na ḃarr,
Aċt is fear mé a ċuir tú naoi n-uaire 'un báis.

## V.

Ṫóig mé mo ṡeolta, ⁊ d'imṫiġ mé i gcéin,
Nó gur seolaḋ mé i seompa gan oireaḋ an éin.
Óig-ḃruinneall ṁoḋaṁail a ṁarḃuiġ lag mé;
Aċt doiṫ brós ar an té a d'orduiġ dom fanaċt aréir.

## VI.

Ḃí mise lá liom féin ag siuḃal tráġa
Agus gaċ iorna da ndéanainn réabfaḋ sí corra ċlár.

Le cuṁaiḋ 'do ḋéiḋ ní féadainn codlaḋ do fáġail,
Aċt seaċt searc mo ċléiḃ tú, a Ṁuirréad Ní
tSaiḃne ḃáin.

VII.

Is fada liom féin go nglaoḋann an coileaċ go hárd
Eadraiḃ ar aon ní féadaim codlaḋ a fáġail.
Ainnir ċiúin tréiṁ 'na dtraoċ-folt figte go barr,
Is a ċaraid mo ċléiḃ, ní baoġal duit mise go lá.

VIII.

Ḃaḋ é dul idir an daraig ⁊ a croiceann, ciḋ go mba
ṁór an céim,
A ḋul eadraiḃ-se fearda, 'sé a ṁeasaim, a stór mo
ċléiḃ,
'Sé a ṫuigim gur failliġeaċ atá do sgéal,—
Aċt mo sgaoṫ ḃeannaċt leat, 'ainnirín, ciḋ gur cráḋ
liom é.

—A Ṁuirréad Óg.

---

## 50. Tomás Mac Pilibín.

I.

Tá mo ċur ⁊ mo saoṫar gan caoi ar biṫ ná dóiġ.
Níl fasgaḋ air ná dídean ná tuairim ar biṫ dó.
Tá capaill, ba 'gus caoiriġ
Ina ṁullaċ 'ċuile oiḋċe
Is mur ḃḟóiriḋ air mo ġaolta, ní ḃéiḋ sé ar an gcóir.

II.

Is dá mbeiḋinn-se 'mo ċléireaċ, is maiṫ a sgríoḃfainn le mo ṗeann
Leitir faoi n-a séala ḃeiṫ ar léargur Clainne Gall.
Naċ ḃfuil fios a'm i nÉirinn
Cia'n ċiall mé a ḃeiṫ i ngéibeann
Is a liaċtaiḋe buaċaill spéireaṁail a ḃéarfaḋ ar mo láiṁ.

III.

Is dá ḃfágainn-se buaċaill spéireaṁail a ḃéarfaḋ leitir uaim,
Ċuirfinn í 'góir íseal ag an dís atá faoi ḃrón.
Go ngaḃfainn leoḃta a buiḋeaċas
Ḋe láṫair buidéil fíona,
Dá ḃfágainn mé féin sgaoilte ar na glais a ḃfuil mé ann.

IV.

An tráṫ do blaoiḋeaḋ orainn 'un cúirte ṫáinic smúit ar an ngréin;
Ḃí an tír ag gal d'á súiliḃ le uiṁluiġeaċt dúinn féin;
Ṫosuiġ an Ceallaċ ag dúblaḋ
Na mionnaí éitiġ le dúṫraċt—
Ṫug aingli flaiṫeas cúl dó ⁊ Párrṫus geal na naoṁ.

V.

Tá fios ag Ríġ na hAoine gur ṁionnaiġ an Ceallaċ cam.
Flaiṫis Dé nár fágaiḋ sé go n-íocaiḋ sé féin ann!
Luċt ḃriste na hAoine
Naċ iad a ḟil ar nDíbirt?
Aċt céad glóir le Íosa Críosta, níor féadaḋ ar gcur anonn.

VI.

Is ag Risteard óg A Bláca ḃí an cás seo a ḟeiceál réiḋ ;
'Sé a ṫóig ḋe láiṁ é 'gus níor ḃfearrde sinn é.
Aċt saoġal fada ag Sifré Mártain
Agus a maireann beo d'á náisiún,
Is ó'n aṫair maiṫ a ṫáinic sé, fial-uaisle Ċlainne Gaeḋeal.

—Tá mo ċur.

## 51. Taoḃ ṫall de Ċlaiḋe na Teorṫann.

I.

Taoḃ ṫall de ċlaiḋe na teorṫann tá mo stóirín is mo ṁian
A ḃfuil sruṁ de'n fuil ṁóir ainnti, a ṫóigfeaḋ an dólás de mo ċroiḋe.
Cuirim impiḋe ar an Doṁnaċ, mur beo do ḃeiṫinn aċt mí,
Seal fada go raiḃ do ċoṁnuiḋe ar urlár mo ṫiġe.

II.

Nil oiḋċe dá ḋeacra i ná maidin dá ṁéad
Naċ raiḃ mo súil leat a ḃaile go meaḋon oiḋċe aréir.
A Riġ geal na gcarad, naċ deacraċ mo sgéal
Is mo ċumann leat caiṫte nó go síntear mé i gcré.

III.

Is truag gan mé i m'éinín ag éisteaċt le t'iorna
Nó ar oileán i Loċ Éirne ⁊ feara Éireann a ḃeiṫ 'na
gcodlaḋ;
Sínḟinn mo ṫaoḃ leat, a ċéad gráḋ ⁊ a ċumainn,
Ar ḃainseoigín ġlais luaċra is ní ḃeaḋ fuaċt orainn
ná dada.

IV.

Mar éiriġeas an ġealaċ 'seaḋ sgalas an ġrian,
Agus mar ḃíos an lán-mara tá an ḟairrge siar;
Ṫusa ḃeiṫ sa Tuirċéis ⁊ mise a ḃeiṫ sa nGearmáinn
Is go n-éalóċainn ina léine le péarla an ċúil ḃáin.

V.

Is ċuaiḋ mo ġráḋ an bealaċ go deireannaċ aréir,
Níor ṫáinic sé isteaċ ⁊ mise liom féin.
Níor ḃ'é sin do ġeallaḋ, tá ḟios agat féin,
Agus má ġníonn tú mo ṁalrait nár ṫéiḋiḋ tú ar ḋeis
Ḋé!

VI.

Is truag gan mé 'mo ṁáta nó 'mo ċaiptín ar luing
Nó mo ṗabrae ḋeas aereaċ ar Sliaḃ na mBan Ḟionn.
Ċealgfainn ⁊ ḃréagfainn í, péarla an ċúil duinn,
Is nár ró-ḋeas an féirín í, dá n-éaluiġeaḋ sí liom.

VII.

Ġeall mo stór céad dom ⁊ dá ṁíle bó,
Marcaiġeaċt pléisiúrṫaiḋ ⁊ aeḋear baile ṁóir,

Na ba ḃeiṫ ag géimniġ ⁊ na laoġanta ag diúl,
Agus a ṗéarla an ḃrollaiġ ġléigil, naċ leat a léig
mé mo rún?

—Taoḃ ṫall.

---

## 52. An Ċríonaċ.

I.

Is a' gcualaḃar gur cailleaḋ an Ċríonaċ
I dtús ráiṫċe an ġeiṁriḋ sa ngáḃaḋ?
Tiomáineaḋ amaċ ins an maiḋm í
Gur briseaḋ an cíle 'na lár.
Is iomḋa fear maiṫ d'ḟág sí sínte
A ḃfuil inċinn d'á sníonaḋ 'na ċeann;
A gcuid fola 'na deantaċ 'na dtimċeall
Is a gcroiceann mar ṗíosa ar an aill.

II.

Agus brón ort-sa, a Ċaiptín na Críonaiġe,
Nuair a ṫarraing tú aníos ó'n muir ṁóir,
Nár spáráil do ċuid roiṫeaċ fíona
Agus gan a dtaḃairt ḋo do ṁuintir le n-ól.
Da ḃfanṫá le taoḃ Ċrua' na Caoile
Agus t'ancoire a sgaoileaḋ le tráiġ,
Is gearr go mbeaḋ céiḃ ar Ċuan Ċaorṫainn
Agus beairic d'á ḋéanaṁ ar an árd.

III.

Is a Ṁaitir, má ċaill tú an pinsin,
  Caiṫfiḋ tú innsin cia'n t-am,
Is gur b'eidir an Nodlaig 's Féile Ḃrighde
  Ḃios na billí d'á sgrioḃ' ins an bFrainnc.
Tá sé i n-oifig an Ríoġ
  Agus níl sé 'na líne níos fearr—
'Sé a ṫiuḃraḋ cúig ṗunt ins an mí dúinn
  Agus airgead síos i n-ar láiṁ.

IV.

Is agam ḃí an Ċríonaċ a b'áille
  Dár ṡnáiṁ faoi na pláinéid le sgód.
Ḃí luċt ainnti de eorna na Ḟrainnce,
  Saitín is lán bairraí óir.
Níor ċuala tú arm ag mársáil
  Nó an band, ciḋ go mba ḃreáġ a ċuid ceoil,
Ní ba ḃinne ná fuaim a cuid laindéar
  Nuair a ṫóigeaḋ sí an t-ancoire an bórd.

V.

Truaġ sin naċ ndearnas teaċ lóċrainn
  Ar Ċaorán na nGaḃar ṫiar i n-am,
Sul dar ċuir mé mo Ċríonáċ ag tornáil
  Is ar ṁaidin Ċarraig Ulta tá a háit.
Nuair a ṫosuiġ an fairrge ag súgaiġil,
  Ċuaiḋ an Caiptín trí huaire sa gcrann
Gur caiṫeaḋ amaċ a ċuid pumpaí
  Is ċuaiḋ Maitir i gcontaḃairt a báis.

VI.

Is dá mbeaḋ froigéad lán d' airgead is d'ór á'm,
 Ċúig ṁile bó a ḟáġail de spré,
Is go mb'ḟearr liom mo stóirín le pósaḋ
 Ná a ḃfuil de ṁnáiḃ óga i Ros Cré.
Tá an Franncaċ ag tiġeaċt is a ċóisear
 Agus soitiġ Rioġ Seoirse d'á ngléas
Faoi ṫuairim an ċáis úd Ṡeaġain Seoige
 Atá ag imṫeaċt i gcóiste leis féin.

—An gcualabar.

## 53. An Ċaora Ġlas.

I.

Agus a óganaiġ óig, a réalta ṫríd an gceo,
 Le go dtug mo ċroiḋe istiġ cion go hóg ḋuit,
Is gur ġeall tú ḃeiṫ roṁam ag coillṫiḃ glas' na gcnó
 Go gcuireamuis ar gcoṁairle ḋ'éantaoḃ.
A ċuisle ⁊ a stór, 'sé ṁeasaim féin, ar ndó',
 Naċ ḃfuil peacaḋ ar biṫ níos mó le déanaṁ
Ná an ṁaiġdinín óg a ṁeallaḋ le do ṗóig
 Agus a ḟágáil faoi ḃrón 'na ḋiaiḋ sin.

II.

Agus amuiġ annseo i mḂaile Áṫa 'n Rioġ 'seaḋ rinne
  mise an gníoṁ
 Ḃí follusaċ ag an saoġal láiṁe,
Ċalóḋ le mnaoi tamall beag de'n oiḋċ'
 Is a leigean uaim arís ó'n láṫair.

Ḋearc mé suas ó ḋeas ⁊ o ṫuaiḋ
  Is ní ḟaca mé an ċluain ḟásaiġ.
Ṫarraing mé mo ġruaġ ⁊ ġuil mo ċroiḋe go cruaiḋ
  Agus duḃairt na cloċa ga mbuḋ truaiġ é m'áḋḃar.

III.

Ḋá dtéiḋinn-se anonn do'n Spáinn ⁊ a ṫiġeaċt
    a ḃaile slán
  Do ġráḋ-sa is ní ṫiubra mé ḋ'éan-ṁnaoi.
A ṗéarla an ḃrollaiġ ḃáin ba gile cruṫ dá láiṁ,
  Is do leacaí ḃí mar ḃláṫ na gcaorṫann.
Nó go dteiḋiḋ luċt ime ḋo'n Spáinn, ⁊ an ġrian
    anonn ḋe ṡnáṁ
  Nó an cnoc atá go hárd i Néirinn,
Go dtréigiḋ an eala an snáṁ ⁊ na caoiriġ ḋe ġaḃail
    'un báin,
  Inntinn mná go bráṫaċ ná géill dó.

IV.

Is orm-sa tá an máiġistir is measa anoċt le fáġail,
  Ciḋ gur soineannta é clár a éadain;
Ċuirfead sé mo ċáil go fada ⁊ go gearr,
  Ciḋ b'ḟurursa mo ċás a réiḋteaċ.
An ċaora ġlas a' snáṁ, an madaḋ ruaḋ is é lán,
  Mise ⁊ mo ġráḋ ḃeiṫ i n-éinfeaċt,
Aċt ar m' ḟocal duit, a Ṡeáġain, go ḃfuil an gangaid
    ins na mnáiḃ,
  Agus codail féin go sáiṁ ḋ'á n-éagmais.
—Agus a óġánaiġ.

## 54. Cúirt Ḃaile an Ṁuiġe.

I.

D'éiriġ mé ar maidin Dia Céadaoin
Ag dul ag féaċaint ar ċúirt Ḃaile an Ṁuiġe;
Ċoinic mé Neili ag gabail ṫarm
Is buḋ ró-ḋeas iad a leacaí gan ċríon.
Ḃí an ḃráiġ aici ba gile ná an eala
Ar í ag seasaṁ i lár caisleáin an Ríoġ;
A dá cíċ ċorra cruinne ró-ġeala
Is a béilín mar lasaḋ na gcaor.

II.

Is tá mé do mo ċlaoiḋeaḋ is do mo lagaḋ
Is deir mo ṁuintir gur aṫruiġ mé snuaḋ,
Mar ġeall ar an donn-ḃruinnill ṁaisiġ
A tóigeaḋ le taoḃ Leac na n-Uan.
Le iomadra geana ar an gcailín,
Mar is léiċe a leig mé mo rún;
Is mur dtigiḋ tú liom 'un an tsagairt,
'Sí an uaiġe mo leabaiḋ le cuṁaiḋ.

III.

Is iomḋa sin míle san mbealaċ—
Ní ḟuide ná an baile a mbíonn sí;
Is mé ag smaoineaṁ ar mo stóirín 'ċ éan tSaṫairn
Ó'n maidin go tuitim na hoiḋċe.
A ċúilín trom clannaċ 's é fiġte,
Cia is deise ná a leagfaiḋ sí an trúil;
Is má ṫéiḋeann tú ṫar Ċaol Ċonamara,
Táim cinnte naċ agam a ḃéas tú.

IV.

Is a Neili, má ġníonn tú an pósaḋ,
  Is go ḃfágfaiḋ tú an óige 'do ḋiaiḋ,
Ní ḃéiḋ gean ag na buaċaillíḃ óga ort
  Ná ag mórán d'ár ṫaṫuiġ tú ariaṁ,
Má ṫéiḋeann tú 'un Aifrinn Dia Doṁnaiġ
  Is naċ ḃfuiġiḋ tú éan-póg ó do ṁian,
Filleaḋ duit a ḃaile tráṫnóna
  Béiḋ duiḃċin an-ṁór ar do ċroiḋe.

—D'éiriġ.

---

## 55. Sagart na Cúile Báine.

I.

Ṫug mise an ruaig go tobar Ṁic Duain
  Agus ċugad anuas le fánaiḋ,
Go Conndae na Míḋe ⁊ go Loċ Dearg na naoiṁ
  Agus ċugat anios Cruaċ Páḋraic,
Is ar ṡiuḃal mé go fóill níor ċuala mé an ceol
  Ag argain, fliút ná cláirsiġ
Mar ḃí ag an lón i dteaċ pobuil Ṁuiġ Eó,
  'Se sagart na Cúile Báine.

II.

Go Conndae Ṁuiġ Eo má ṫéiḋeann tú go deo,
  Cuir tuairisg ar ḟear de Ṡeoigeaċ,
Agus ġeoḃfaiḋ tú é ag gaḃail ċugat an ród
  Mar ḃeaḋ aingeal ar ríoġaċt na glóire.

Téiriġ ar do ġlúinib ⁊ aiṫris do rún dó
  Gur peacaċ tú a ġluais i gaċ ceárd
Agus ar uair ar mbáis na ḟlaiṫis go ḃfáġaiḋ
  Ó ṡagart na Cúile Báine.

## III.

Agus éirigiḋ suas go dtéiḋeamuid 'un siuḃail
  Go ḃfáġamuid siúd ó'n bPápa,
Is go ḃfáġamuid léas ar teaċ ṗobuil Ṁuiġ Eo
  Do ṡagart na Cúile Báine.
Éirigiḋ suas go dtéiḋeamuid 'un siuḃail
  Go ḃfáġamuid sagart na Cúile Báine
A d'imṫiġ aréir is naċ ḃfillfiḋ go héag
  Agus tá sé i Loċ Éirne báiḋte.

## IV.

Tá Conndae Ṁuiġ Eo faoi leaṫtrom go deo
  Ó cailleaḋ an t-éan-ṁac Seoiġe,
Is go gcuirfeaḋ sé brón ar éan-duine beo
  A d'ḟeicfeaḋ é ins an éideaḋ Dia Doṁnaiġ.
Ċuirfeaḋ sé séala air ag dul ins an gcré
  Is go ngeoḃfaḋ sé fáilte ó Ċríosta.
Ċuirfeaḋ sé ar án eolus an té naċ mbeaḋ cóir
  Is go múinfeaḋ sé an treoir dó díreaċ.

## V.

Níor ḃ' iongnaḋ liom féin dá lasaḋ an t-aer
  Is na néalta ċoṁ duḃ leis na háirnib,
An dealraḋ ó'n ngréin is an gealaċ í féin,
  Ó cailleaḋ ceann seasta na háite.

Paidir ⁊ cré an dá easbal déag
  I n-onóir do Ríġ na ngrásta
Gan sinn a ḋul i gcré nó go míniġtear sgéal
  Ar ṡagart na Cúile Báine.

—Ṫug mise.

## 56. Máire Ní Ṁongáin.

I.

Ḃí triúr mac agam ḃí oilte tóigte,
  Agus is gearr ba lón dom iad, céad faraoir géar;
D'ḟág siad a ndeirḃḟiúr ḃoċt ag sileaḋ deora
  Gaċ éan-lá Doṁnaiġ ⁊ ní ag iarraiḋ a gléis.
Ní raiḃ suim ar biṫ agam sa mac a b' óige,
  Ciḋ ba láġac an leoinín é Peadar féin,
Aċt an mac ba sine aca 'sé a ċráiḋ go mór mé
  Agus mí ní beo mé le cuṁaiḋ 'na ndéiḋ.

II.

Mo Ṗeadar mórneaċ a ḃí oilte múinte,
  A ċuaiḋ ar ċúnntar a ḃeiṫ níos fearr.
Ḃí gnaoi na gcoṁursan air ḟad is ḃí sé sróm-sa
  Is ba ṁaiṫ an congantóir é amuiġ le Seaġán.
Tá súil agam-sa go ḃfuiġiḋ sé iomlaċt
  Agus fortún cuṁaċtaċ ó Ríġ na ngrást,
A ṫiuḃras a baile ċugam é slán gan contaḃairt,
  Mar is mór mo ċuṁaiḋ i ndiaiḋ mo ṁicín báin.

III.

Is cá bfuil truaig i nÉirinn níos mó ná mé
  I ndiaiḋ an ċéad ṁic a ċráiḋ mo ċroiḋe?
Ag guiḋe Dé ⁊ ag déanaṁ déirce,
  Is ní ḟágaim éan-sgéal uaiḋ ar muir ná ar tír!
Nuair a ḟeicim-se gaċ bean aca ⁊ a gclann fré ċéile,
  Caillim mo raeḋearc ⁊ meaḃair mo ċinn,
Is, tá deireaḋ mo ḟeanċuis is mo ċóṁráḋ déanta
  Is ní laḃróċad éan-smid go dtéiḋiḋ mé i gcill.

IV.

Is mac gan ċumann tú anois, dar liom-sa,
  Naċ dtigeann ar cuairt ċugam d'oiḋċ' ná ḋe lá,
A ċait trí ráiṫċe gan sgíṫ go t'iomċar
  Agus a ċuaiḋ i gcontaḃairt leat oiḋċe an ḃáis.
Ṫug mé sgoil duit ⁊ beagán fóglum'
  Do réir mo ċoṁaċta mar rinne a b'ḟearr,
Is naċ beag a ġoillear mo ġalra duḃaċ ort,
  Cébí ċuige ag a mbíonn tú ann.

V.

Cá bfuil truaig i nÉirinn aċt mac is máṫair
  A ḃeiṫ ag dul i bfán ar a ċéile ċoiḋ'e,
A d'ḟeil go cneasta é gan ġuiṫ gan náire
  Fuair biaḋ ⁊ annlann maiṫ glan d'á ċionn.
Ma's é an bás a ċlis orm is a d'ḟág faoi ḋráṁ mé,
  Mar is iomḋa an geall maiṫ a ċuir sé i gcill,
Is gur b'é an fortún deireannaċ a bí d'á ḃáirr á'm,
  Gur ġeal mo ċeann is gur ḋuḃ mo ċroiḋe.

VI.

Is naċ beag a ngoilleann mo ġalra duḃaċ air,
  Is a liaċta brón ag gaḃail ṫrí mo ċroiḋe;
Ṫáinic tinneas orm is ċaill mé mórán,
  Is níl luaċ na cónra agam anois, faraor!
Ní hé sin is measa liom ná a ċráiḋ go mór mé,
  Aċt mar rinne mé an pósaḋ ar ais arís;
Ḃain sé an ċlann díom ḃí oilte tóigte—
  Tá muirigin óg orm is mé go lag 'na gcionn.

VII.

Agus cá ḃfuil truaiġ i nÉirinn aċt mac is máṫair
  A ḋul i ḃfán ar a ċéile coiḋ'e;
Ċuaiḋ go Sasana san arm Gallda
  Gan fios a páiġe aċt beagán biḋ.
Dá mbaḋ i mḃaile na Cille agam a ḃeaḋ do ċnáṁa
  Ní ḃeiṫinn ċoṁ duḃ-ċroiḋeaċ ná a leaṫ 'do ḋiaiḋ,
Aċt mo ċúig céad beannaċt leat go ríoġaċt na
    ngrásta
  Nuair naċ ḃfuil sé i ndán dom tú feiceál coiḋ'e.

VIII.

Naċ mór a ġuileas bean i ndiaiḋ a páisde
  Má fágann sé bás uaiṫi i n-aois a ṁí,
Is a liaċta fosránaċ breáġ lúṫṁar láidir
  Ag gaḃail ṫar sáile is naċ ḃfillfiḋ coiḋ'e.
Ní hé sin a ṁarḃuiġ mé, dá ṁéad mo ḃuaiḋreaḋ,
  Ná a rinne gual duḃ ḋe mo ċroiḋe,
Aċt níl teaċ mo ċaraḋ á'm le ḋul ar cuairt ann
  Ná bean mo ṫruaiġe ḃeiṫ ann 'mo ḋiaiḋ.

—Ḃí triúr.

# 57. An Ċailleaċ.

## I.

As Cill Íomair a d'éaluiġ an ċailleaċ
I n-aice Baile an Róḃba,
As sin síos go Conndae Sligiġ
Agus tart le Coill an Tóċair.
Dá leantaoi í go beo is go tapa,
Déanfaiḋe amaċ go fóill í,
Go raiḃ sí aréir ag ól mug leanna
I dteaċ i mBéal Áṫa Feoirlinn.

## II.

Is a Ṁíċeáil ṁac Suiḃne, táim do t'agairt,
Ó's duine tú tá i n-aicill cuanta,
Gan luing ná bád a ṫaḃairt do'n ċailliġ
Go n-íocaiḋ sí luaċ na feola.
'Séard a ċuala mé ag Feiċín Breaṫnaċ
Gur ionnsuiġ sí Dúiṫċe Seoigeaċ,
Is má castar leat i gConamara í,
Bain mo ġiní óir dí.

## III.

Molly Coakely is ainm do'n ċailliġ—
Caiṫfeamuid a rád i mBéarla,
'Faitċíos a ḋul faoi na tíorṫaiḃ coiṁtiġeaċa
Is naċ dtuigfiḋe uainn an Ġaeḋilge.

Do réir mar ċuala mé ag gabáil ṫarum,
Is maiṫ a ḃí sí gléasta,
Le n-a cóta beag síoda is a guanna cudáis
Agus clóca dearg bearskin.

—Ar Cill Íomair.

## 58. Cuan Ċoilinn.

I.

Ṡiuḃail mé bogaiġ ⁊ móinte
Agus cnuic a ḃí géar ar a mbarr,
Go leor bealaiġ eile nać ndéarfad
Is gan onsa ar biṫ céill' in mo ċeann,
Mar ġeall ar an mbruinnillín ṗéacaiġ
A dtug mo ċroiḋe spéis di is grád
Is nać leigeann dam codlaḋ a ḋéanaṁ
Ag mo ċroiḋe tá d'á réabaḋ in mo lár.

II.

Agus brón ar an té nać mbíonn críonna
Is nać ndearcann an tsliġe mar is cóir,
Ṡul dá gcuirfiḋear ar bannaiḃ cruaḋa cinnte é
Nać féidir a sgaoileaḋ go deo;
Toil a ṫaḃairt duit-se ⁊ daṁ-sa
A mbéiḋ siad ḋ'á íoc ann go fóill,
Aćt céad glór do Ṁac Dara, táim sgaoilte
Agus cead a ḃeiṫ ḋ'á innsin ar sóġ.

III.

Agus brón ar an té ċuaiḋ d'á innsin,
Má ḃí mé 'gus mo ṁian seal ag ól,
Ar uaigneas i ḃfad ó n-ar ngaoltaiḃ,
Is gan fúinn a ḃeiṫ ann aċt seal gearr.
Níl aċt dá ḃfágainn-se in mo líon iad,
Sgéal cinnte go n-íocfaidís ann,
Agus a ḟiosaċ ḋóiḃ codlaḋ go suaiṁneaċ,
Is gan dada d'á ċionn dóiḃ ar a ḃeiṫ ag cainnt.

IV.

Ṫíos ag Cuan Ċoilinn tá an ċúilḟionn
Is deise d'ár ṡiuḃail ar an ḃféar.
A ḃfuil a bráiġe mar an eala lá gréine
Is a leacaí mar ḃláṫ na suḃ craoḃ.
Is iomḃa fear maiṫ a ḃí ag súil léi
Nár ḋearc ar a snuaḋ ná a sgéiṁ,
Aċt ól orm deoċ is ḃí súgaċ
Tá tart orm ó ṡiuḃal an lae indé.

—Ṡiuḃail mise.

## 59. An Draighneán Donn.

I.

Síleann céad bean gur leoḃṫ' féin me nuair a ólaim lionn,
Is téiḋeann dá dtrian síos díom nuair a smaoinigim ar a gcoṁráḋ liom;
Sneaċta séidte is é d'á síor-ċur ar Ṡliaḃ Uí Ḟloinn,
Is go ḃfuil mo ġráḋ-sa mar ḃláṫ na n-áirniḋe ar an draighneán donn.

## II.

Slán feasta do'n ḃaile údaiġ ṫiar imeasg na gcrann,
Mar is ann a ḃíoḋ mo ṫarraing go luaṫ ⁊ go mall,
Is iomḋa eanaċ fliuċ salaċ ⁊ bóiṫrín cam
Ag gaḃail idir mé 'gus an baile 'ḃfuil mo stóirín ann.

## III.

Dá mbeiḋinn 'mo ḃádóir is deas a ṡnáṁfainn an
fairrge anonn,
Agus sgríoḃfainn cúpla líne ag mo ġráḋ faoi ḟonn;
Ḃeiṫinn ag ealóḋ le mo ċéad searc is ag fásgaḋ a
cuim;
Is an lá naċ ḃféadaim bean do ḃréagaḋ níl an báire
liom.

## IV.

Tá rubín le mo ċéad searc in mo ṗóca ṫíos,
Agus fearaiḃ Éireann ní ḟéadfaidís an ċuṁa a ḃaint
díom;
Tá mé réiḋ leat go ndéantar dam cónra ċaol
Is go ḃfásaiḋ an féar ina ḋiaiḋ sin ṫri mo lár aníos.

## V.

Fuaireas féirín lá aonaiġ ó ḃuaċaill deas
Agus céad póg ina ḋiaiḋ sin ó ṗlúr na ḃfear.
Lá léan ar an té a déarfaḋ naċ tú mo ġean,
Agus 'na ḋéiḋ sin naċ deas a d'éalóċainn fó na
coilltiḃ leat

## VI.

Is tá smúit ar mo ṡúiliḃ is níor ċodail mé néal,
Aċt ag smaoiniuġaḋ ar mo ḋian-ġráḋ, má b'ḟada an
an oiḋċe aréir,
Le do ċúrsaiḃ-sa gur ḋiúltuiġ mé an doṁan uilig go
léir,
Is a ċraoiḃín ċuṁarṫa, cia'n fáṫ a dtiuḃarfá do leaḃar
i mbréig?

## VII.

Is fear gan céill a raċaḋ a' dréim leis an gclaiḋe
ḃeaḋ árd,
Agus claiḋe beag íseal le n-a ṫaoḃ sin le go leag-
fad sé air láiṁ;
Giḋ gur b' árd é an crann caorṫainn, bíonn sé searḃ
as a ḃarr,
Agus fásann sméara ⁊ bláṫ suġ craoḃ ar an gcrann
is ísle bláṫ.

## VIII.

Ṡíl mé féin naċ ag ceasaċt spré orm a ḃeaḋ stór mo
ċroiḋe
Is naċ ḃfágfad sé 'na ḋéiḋ mé mar ġeall ar ṁaoin;
B'fearr liom féin é ná buaiḃ 's ná caoiriġ 's ná na
dáintí de'n tsaoġal,
Aċt faraor géar, ní hagam féin atá stór mo ċroiḋe.

## IX.

Má's ag imṫeaċt atáir, beir mo ḃeannaċt is go
ḃfilliḋ tú slán,
Mar is baileaċ do ṡladair mo ċroiḋe as mo lár.

Níl coite agam le cur ċoṁ fada leat, faraor, ná bád,
Is go bfuil an fairrge 'na tonnaiḃ eadrainn is deaṁan
  A bféadaim snáṁ.

X.

Tabair do ṁallaċt dot' aṫair ⁊ do do ṁáṫair féin,
Nár ṫug sgoil duit ar túr t'óige le mo láiṁ a léiġeaṁ—
Is moċ ar maidin a cuirfinn ċugat briġ mó sgéil,
Is bíoḋ mo ḃeannaċt leat go gcastar ort i n-uaigneas
  mé.

XI.

Is ní raiḃ fios á'm féin, faraor géar, go raiḃ an mí-áḋ
  in mo ċionn,
Nó go dtáinic sé go haereaċ ar a giorrsáinín donn,
Agus péarla an ḃrollaiġ ġléigil ar a ċúlaiḃ ag tiġeaċt,
Is go siubailfinn Éire gan feoirling spré léi, sul dá
  n-éireoċaḋ grian.

XII.

Is gluise a súil ná an féar is ná an drúċta is ná
  duilleaḃar na gcrann,
Is gile a taoḃ ná an sneaċta séidte a ḃeaḋ d'á
  ċaiṫeaṁ go mall;
Faraor géar naċ ḃfuil mé féin ⁊ grád mo ċroiḋe
I ngleanntán sléiḃe le héirġe gréine 'gus an drúċt
  'na luiġe.

XIII.

Is ní bean buclaí ná bean ribíní a b'feárr liom féin,
Ná bean a ḃeaḋ faoi rufaiḃ go barr an féir;
Cailín donn deas na gcíoċa cruinn-ġeal 'sí a b'ḟeárr
  liom féin,
Aċt is trom a ġuilfeas tú ⁊ is gearr go gcluinid tú
  go bpósfar mé.

## XIV.

Is a Ṁuire ḋílis, céard a ḋéanfad, má imṫiġeann tú
uaim;
Níl eolas 'un do ṫiġe agam 'un t'agaird ná do ċruaiċ'.
Tá mo ṁáiṫrín faoi leaṫtrom ⁊ m' aṫair ins an uaiġ;
Tá mo ṁuintir ar fad i ḃfeirg liom ⁊ mo ġráḋ i ḃfad
uaim.

## XV.

Is a óigfir ċlifearṫa, cia'n fáṫ naċ dtigeann tú fó
mo ḋéint?
Is a liaċtaí cogar ⁊ sgéal a d' innis tú gur ṁeall
tú mé.
'Séard deir gaċ duine aca a ḃíos ag iomadraḋ, níl
ann aċt réic,
Aċt tús gaċ tubaiste go raiḃ uilig orṫa aċt mo
ṁuirnín féin.

## XVI.

A óganaiġ a ċóiriġeas do ċúl go deas—
Ní deise ná mar a ġléasfá srian ar eaċ—
Tá do ċáirdí d'á fíor-ráḋ liom naċ tú mo ġean,
Aċt mí ní beo mé, ma ṗósann tú sa tír seo bean.

## XVII.

Is tá cúl gruaige ar mo ḃuaċaill is í ag casaḋ 'na
barr,
Níl sruaic air ó'n tsluasaid, aċt a fuip ina láiṁ.
Ní díol truaiġ' é coiḋ'ċ go mbuailtear air cuigeallaċ
mná,
A ḋéanfas gual duḃ naoi n-uaire d'á ċroiḋe i n-a lár.

## XVIII.

Ġeoḃfaḋ óigḟear a ġlacfas fós liom is naċ n-iarr-
faiḋ éin-spré,
A ṫiuḃarfas aeḋear baile ṁóir ḋom ⁊ arán ar tuaiṫ,
A ṫiuḃarfas eolas gaċ éan-Ḋoṁnaċ cia raċamuid ’un
suain,
Is béiḋ fáilte ṁór ag mo ṁíle stór roiṁam ar an
’draiġneán donn.

## XIX.

An té le’r ba leis é, gabaḋ sé an ród seo siar;
An té le’r ba leis é, gabaḋ sé na córtaí aniar;
An té le’r ba leis é, míle osna ṫrí lár a ċléiḃ,
Aċt réaltan an tsolais i mbéal an ṗobail ’sí gráḋ
mo ċroiḋe.

## XX.

I mbaile an Luġáin ar ċúlaiḃ an Ċnoġáin tá stór mo
ċroiḋe,
Nó insan mbaile beag eile sin tá le n-a ṫaoḃ.
Tá súil le Muire agam mar is cuiḃe ḋom is le
grásta ó’n Ríġ
Go gcodlóċaiḋ mé gan tolagás le gráḋ mo ċroiḋe.

—Sileann céad.

---

# 60. Máirín Parcer.

## I.

Ṡiuḃail me Gailliṁ ⁊ Baile an Róba,
Ṫart Ḋúiṫċe Ṡeoiġeaċ ⁊ Conamara,
Páirt ḋe Acaill, an Stáca Mór,
Ṫart bun Ċruaiċe ⁊ Inis Leacan.

Ní ḟaca me i n-éan-áit díoḃ an té
  A dtiuḃrainn gráḋ ḋó spéis nó taitneaṁ,
Aċt a síorruiḋe ag smaoineaṁ ar mo ṁíle stóirín,
  Mar is í bláṫ na hóige í ḃí 'mo ḋéiḋ sa mbaile.

II.

A Ṁáirín Parcer, mo ċúig ċéad slán duit,
  Is tá gean mór agam ort le fada,
Is go mbeiṫinn sásta dá ḃfeicinn sgáile
  Do ċúilín fáinnig ag dul an bealaċ.
Saiḋḃreas Ṡeoirse ciḋ gur mór é
  Agus fágaim é i n-a ór buiḋe le sgapaḋ,
Is go mb'ḟearr liom pósta le mo ṁíle stóirín,
  Is tá faitċíos mór orm naċ í ḃéiḋeas agam.

III.

Ag dul aníos dom ag Cloiċ an Dá Ṁíle
  Ṫáinic buaiḋreaḋ orm ⁊ tuirse ;
Ṡuiḋ mé síos ar ṫulán cíbe
  Agus rinneas smaoiteaṁ ar a ṫigeaċt a ḃaile ;
Fuair mé tuairisg go raiḃ sí pósta
  Le buaċaill óg ar an mbaile Raiṫnige
Is má's é Donnġaile no Seáġainín óg é
  Go deo deo ní ḟillfiḋ a ḃaile.

—Ṡiuḃail mé.

# 61 Máire Óg na gCraoḃ.

## I.

Is a Ṁáire óg na gcraoḃ is ró-ṁilse béal,
  Is gur mar an eómbra tá do ċéiḃ sgaoilte
Is gur lóċrann ó'n ngréin gaċ éin-deireaḋ lae
  Tú, a óigḃean a ṫug sgéiṁ an tsaoġail leat.
Taḃair seo ḋom féin ḋe ṁór-ġean mar spré,
  A stór ġeal ⁊ béiḋeam saoġalaċ ;
Ól fada ⁊ aeḋear a ġeoḃfair le do ré
  Is do ṗógaḋ gaċ éan-oiḋċe.

## II.

D'ḟuide liom-sa oiḋċe ar oileán gan í
  Ná seaċtṁain eile mí gur ráitċe.
Cuirim-se mo sgaoṫ ḃeannaċt leis an ngaoiṫ
  Amaċ ar an saoġal láiṁe.
Tá fairrgí an ċinn ag dul eidir mé 'gus í
  Agus aiṫris ḋo mo ṁian d' áiṫrid,
Go ḃfuil mise, faraor, ceangailte ag an tuinn,
  Agus gur árduiġ an sluaġ síḋe an bád uainn.

## III.

Ċonnic mise lá an ċuid aca a b'ḟeárr
  Agus tuilleaḋ do'n dream uasal;
Ṫóigidís mo ṗáirt i dtoiseaċ ar a lán
  Mo ṫuirse, ciḋ táim buaḋarṫa.
Má ṫugais dam do ġeall, t' ḟocal ⁊ do láṁ,
  Agus cliseaḋ i n-am ċruaḋtain ;
Ḟocal de do ċaint ní ċreidfiḋ mé go bráṫaċ
  Agus gur b'é is deireaḋ gaċ gráḋa buaiḋreaḋ.

IV.

Goirim tú, a ṡiúr, goirim tú a ruain,
  Agus goirim tú naoi n-uaire;
Ġoirim do ċúl fada réiḋ dlúṫ,
  Agus gráḋ mo ċroiḋe do ċum uasal.
Naċ agad féin tá ṁ'anam ar do láiṁ;
  Tearuiġ, a ġráḋ agus fuasgail,
Agus coinniġ agat féin mise ó'n éag
  'Ainnirín na séad geal cuṁarta.
—Is a Ṁáire óg.

---

## 62. Bean an Ḟir Ruaiḋ.

I.

Is a ḃruinneall gan smál
  A ḃfuil an deállraḋ deas in do ġruaiḋ,
'Sé an buaċaillín bán
  A b'ḟearr liom seal leat d'á luaḋ;
Ní ċeilfiḋ mé ar ċáċ
  Fios m' áḋḃair is go ḃfuil mé faoi ġruaim;
Aċt d'aindeoin fearaiḃ Fáil
  'Sí mo ġráḋ geal bean an ḟir ruaiḋ.

II.

Nuair a téiḋim-se tart síos,
  Ḃím i bpríosún ċeangailte ċruaiḋ,
Boltaí ar mo ċaol
  Is na mílte glas ar sin suas.

Ṫiubrainn-se an siḋeaḋ
  Mar ṫiubraḋ an eala ṫar cuan
Nó go sininn mo ṫaoḃ
  Seal síos le bean an ḟir ruaiḋ.

III.

Tabair leitir uaim sgríoḃṫa
  Síos go baile ċois cuain
Ċuig an gcailín beag caoin
  A ḃfuil na caorṫaiḋe ṫrí lasaḋ 'na gruaiḋ,
Agus go sgriosfaḋ sí an draoi
  Is tá ná mílte fear léi d'á luaḋ,
Aċt glac misneaċ, a Ḃrígid,
  Is ní caoiṁṫeaċ duit fearta an fear ruaḋ.

IV.

A ṗeata ruaḋ an sgéiṁ,
  'Sé mo ċéad beannaċt leat go Lá an Luain—
Tá mé goinṫe ag an éag
  Le n-a ṁéad is tá do ṫaṫuige i ḃfad uaim.
Dá mb' eol duit é a léigeaḋ
  D' éasgánfá m' anacair ċruaiḋ,
Is nó go síntear mé i gcré
  'Sí mo ċéad searc bean an ḟir ruaiḋ.

V.

Is nár téiḋiḋ mé de'n tsaoġal seo
  Ċoiḋċe ⁊ nár ċailliḋ mé an greann
Go mbíḋ mé 'gus mo ṁian
  Seal sínte faoi ḃarraiḃ na gcrann,

Gan éinneaċ beo a ḃeiṫ i n-ar ngaoḃar
  Aċt coiliġ fraoiġ is duilleaḃar na gcraoḃ,
Is an fear ruaḋ a ḃeiṫ sinte
  I gCill Ḃriġde ⁊ leac ar a ċeann.

VI.

Tá crann ins an ngairdín
  Ar a ḃfásann duilleaḃar is bláṫ buiḋe,
Is nuair a leagaim mo láṁ air
  Naċ láidir naċ bpléasgann mo ċroiḋe?
Ní iarrfainn de spás
  Ar an Árd-Ríġ ó ḟlaiṫis anuas
Aċt éan-ṗóigín aṁáin
  Is a fáġail ó ḃean an ḟir ruaiḋ.

—A Ḃruinneall.

## 63. Aiṫriġe an Táilliúra.

(Faoi Ḃean an Ḟir Ruaiḋ.)

I.

M'oċ, ars an táilliúir,
  'Is gearr ó mo ċolainn an uaiġ,
Go mbíḋ mo ṡúili ag na péistiḃ
  Is gan éisteaċt ar biṫ in mo ċluais
Tiocfaiḋ lá an tSléiḃe,
  Is béiḋ an sgéal seo d'á ṫarraint anuas
Do mo ḋealuġaḋ ó'n tréad—
  'Sé mo léan—faoi ḃean an ḟir ruaiḋ.

II.

Níl tuile naċ dtráiġeann
  Aċt na grástaí ó ḟlaiṫis anuas,
Is gur b'é faoisdin na Cásg
  A ḟlánuiġeas gaċ anam ó guais.
Tá an ḟairrge lán
  Is ná báid d'á dtarraint 'un cuain,
Is peacaḋ ríoġ-ġránna
  A ḃeiṫ i bpáirt faoi ḃean an ḟir ruaiḋ.

III.

Tá an sagart d'ár dtreoruġaḋ
  Dé Doṁnaiġ gaċ éin-tseaċtṁaḋ lá
Ag múnaḋ an eólais
  Dúinn 'un bóiṫrin na bḟlaiṫeas a ḟáġail.
An té a ḃí cóir
  Tá an treóir sin aige le fáġail,
Aċt diúltuiġim níos mó
  Ḋo uṁluiġeaċt ċatuiġ'e na mná.

IV.

Ḃí ar mbeaṫa le fáġail
  Gan tsaorṫuġaḋ ó ḟlaiṫis anuas,
Meireaċ Éaḃ ⁊ Áḋaṁ
  Ċuaiḋ de léim ins an bpeacaḋ ro-luaṫ;
Ḃain siad an t-uḃall
  Le uṁluiġeaċt ċatuiġ'e na mná,
Is d'ḟás sin muid ó'n uair sin
  'Teaċt suas ar allus ar gcnáṁ.

—M' oċ.

## 64. Caiptín Ó Máille.

I.

An ċéad lá de'n ṁí ⁊ d'ḟoġṁar a ċroċamar ar seolta
  Ag tarraint ar na córsaiḋe úd tóin an Ḃunnáin siar,
Ṫart annseo le Cliarṫa, Acaill ḃeag taoḃ ṫiar ḋe
  Is go hInis Tuirc dá dtriallaḋ, ḃeaḋ aoḃaireaċt orainn ann,
Tart le Rinn an Ṁaoile, síos 'un Crua' na Caoile,
  An Cloigeann le n-a ṫaoḃ sin ⁊ Tráig Ḃrigid ina ḋiaiḋ
Nó gur ḋóirteamar le ḟánaiḋ, ṫrí ḟairrgiḋ 's í ag cáṫaḋ,
  Go ndeaċamar do'n Ráiṫċe, mar is ann a ḃí ar dtriall.

II.

'Sineaḋ ḋúinn le hÁrainn, ṁéaduiġ orainn gála
  Ḃí cúrsaiḋe istiġ ar tráiġ á'inn is níor ṫrát faillige é;
D'árduiġ sé 'un seoċain ⁊ as sin 'un gaoiṫe móire
  Gur ċroċamar na seolta, is níor ṁór ḋúinn é i n-am;
An fairrge gur ġéim sí ⁊ las na tonna tréana,
  Ċriotnuiġ na spéarṫa ⁊ ṁéaduiġ an ceo;
Is dá mbeaḋ cainnt ag na cláirṫaiḃ, d' innseoċaidís sgéal cráiḋte,
  A ġoireaċt is ċuaiḋ an bás ḋúinn is gan eadrainn aċt iad.

III.

Ḃí criúa na luinge ar éan-ċor ag dearcaḋ ar ċlár m'éadain,
Ag súil le cabair a ḋéanaṁ, is gan éan-ṁaiṫ ḋóiḃ ann,
Aċt duḃairt mé leoḃṫa ar éan-ċor go nDéanfainn ḋóiḃ a ḃfeadfainn
Ag iomċar a cuid éadaiġ fad is b'ḟéidir léiṫe snáṁ;
Tá mo láṁa stróicte go síorruiḋe ag tarraing rópaí;
Tá an croiceann 'gus an ḟeoil tóigte amaċ ón gcnáṁ;
Aċt má's é an bás a ġeall Mac Dé ḋúinn, cia'n gar atá ḋ'á ṡéanaḋ,
Aċt a ḋul go flaiṫis Dé ḋúinn ar éan-stáid aṁáin.

IV.

Ag teaċtain ḋúinn go hÉirinn, ḃí fíon is branndaí is tae linn,
Tobac ⁊ seiméice ⁊ gaċ éan-tsórt d'á raiḃ ann;
Píopaí fada síoda ⁊ sgafanna ḋá ḋaoire—
Cébí cailín óg is mian liom, is dí ṡínfeas mé mo láṁ.
Mo ṡoiġteaċ boċt tá brúiġte ó carrainne go glúinib,
A cuid bultaí gur lúb, is cia'n náir ḃí é,
Aċt anois ó lag an feoċan, is go ḃfuaireamar an ċóir ṁaiṫ,
Críoċnuiġeamuid an t-aṁrán ⁊ ólamuid ḋrám.

V.

Nár ṁór an cliú 's a' t-áḋ dúinn an bealaċ údaiġ a
fáruġaḋ,
Is gan ann aċt ár náṁaid roṁainn is 'n-ár ndiaiḋ
Ag water-guards 'san áirdeall ⁊ pólíos le n-a sálaiḃ,
Revenue na háite is gaċ spiodóir d'ár gaḃ leoḃ.
Ḃí cutters beaga is ṁóra ann, pileóiti salaċ' leoḃta,
Luingiseaċa Ṡeoirse 'sa tóir uilig 'mo ḋiaiḋ,
Aċt is mise Seoirse Ó Máille, fear maiṫ de ḃunaḋ
Ġráinne—
Cuireaḋ i dtír mo luċt go sásta, ⁊ ná raiḃ maiṫ
aca d'á ċionn.

—An ċéad lá.

---

## 65. Ḃideaċ Ḋeas Ní Niġ.

I.

Agus ṫiar ar an gCoill ṁóir tá an ainnirín is gleoite
A ġeoḃfá i mbaile mór ar biṫ i nÉirinn.
Tá a hintinn an-ṁór, is í ag rince ar na bóiṫriḃ,
Agus ċuaiḋ a cáil faoi Éirinn.
Ḃí Rí na Fraince is a ċuallaċt ag tarraint,
Súil is go ḃfuiġead sé féin í,
Nó gur ċuala sé ar na córtaiḃ go raiḃ an ainnir
pósta
Is naċ leigfiḋe an tseóid as Éirinn.

## II.

Tá Búrcaiġ ag triall ag teaċt d'á hiarraiḋ,
  Gearaltaiġ, Brianaiġ 'gus Dálaiġ:
Tá Máilliġ ag triall ó ċuala siad gur b'í
  An pabsae ba deise bí le fáġail í.
A gruaiḋ mar na caorṫaiḃ, a leaca mar an aol,
  Agus tá na céadta claoiḋte i ngráḋ léiṫ,
Aċt níor ṫug sí gnaoi d' éin-ḟear faoi'n saoġal
  Aċt do Ṁíċeal Briain Uí Ċnáiṁse.

## III.

Níor b'iongnaḋ liom féin, dá dtuiteaḋ an t-aeḃear
  Seaċt mbliaḋna déag roiṁ an dáta,
Is dá n-éiriġeaḋ an saoġal ċoiṁ hárd leis an spéir,
  Ḃí cuṁaċtaí Dé ċoiṁ láidir.
Níl solus ar an ngréin is níl taiṫneaṁ ar na réaltaiḃ,
  Níl againn ann aċt gaoṫ ṁór is báisdeaċ;
Níl fás faoi'n bḟéar ná tairḃ ar an gcré
  Ó coṁaireaḋ an spré do'n Ċnáiṁseaċ.

## IV.

Agus nó go dtuitiḋ an t-aeḃear anuas ar an bḟéar
  Ní ḃfuiġiḋ tú an ċraoḃ ins an áit seo,
Agus go mbíonn fíor ⁊ bréag 'teaċt ina ḃéal
  Dá ċanaḋ ag an té bíos craiḋte.
A ġiolla gan ċéill tabair aire ḋuit féin,
  Má ṫug tú spéis ná gráḋ ḋí,
Is gur b'é briṫin mo sgéil duit a ġlacaḋ go réiḋ,
  Is níl tuile dá ṁéad naċ dtráiġeann.

V.

Ní h-imirce fuarac a rinne an stuaiḋ-ḃean—
  Níl sí i nguais ná i ngéiḃeann;
Tá marcaiġeaċt uaiḃreaċ aici i n-éadaċ uasal
  D'á ċaiṫeaṁ ar uair a pléisiúir,
Do réir mo ṫuairim', is níḋ é is dual duit
  Go dtiocfaiḋ ort nuall ⁊ diṫċéille,
Agus má ṫug an ainnir fuaṫ ḋuit, bí feasta ag
    déanaṁ buaḋarṫa,
  Is ḋeaṁan fear do ṫruaiġe ar an taoḃ seo.

VI.

Níl sean-ḃean ċríonna ná páirte míosa
  Aníos ó Ḃearnaiḋ an Ċóirte,
Naċ ḃfuil ag tiġeaċt ar siuḃal oiḋċe ḋ'aṁarc ar an
    aoileann—
  'Sé saṁail di bláṫ na hóiġe.
Tá folt breáġ buiḋe le n-a básta síos,
  Agus a bráiġ mar an aol lá gréine,
Aċt molaim-se Ḃriġid i dtoiseaċ ar ṁnáiḃ an tsaoġail
  Ṡul feicfeas mé coiḋċe éin-réaltan.

VII.

Níor ḃ'fada liom mo ṡaoġal ins an mbaile agá n-a
    mbím—
  Tá bláṫ suḃ craoḃ ann ⁊ sméara;
Cruiṫneaċt ṁaol ⁊ coirce críon
  Agus ceileaḃar caoin ag éanlaiṫ.

B'ḟearr duit, a Ḃrigid, sa taoḃ agá n-a mbím
Go mór mór Aoine an Ċéarta
Ná taoḃ tall de'n ċaol i mbotán gan díon
Ag éisteacht le fraoċ ag pléasgaḋ.
—Tiar ar an gCoill Ṁóir.

---

## 66. Nuair a Ṫéiḋim-se Amaċ.

I.

Nuair a ṫéiḋim-se amaċ i gcionn mo láiḋe,
Ní ḃeirim sáṫaḋ ḋí mar is mian,
Ag mo ċroiḋe in mo lár ḋ'á ċur ar a áit
Is gan fios cia'n fáṫ aċt mar ġeall ar ṁnaoi.
Níl aċt tuar mí-áḋ dom a ḃeiṫ mar atáim
Agus néall ní ḟágaim de ċodlaḋ oiḋ'e,
Is mur bfuil sé i ndán dom tusa a ḋ'ḟágail,
Go seolaiḋ an t-Árd-Rí mé ar do líon.

II.

Éirig, a ṡiúr, ⁊ gluais 'un siubail
Nó go dtóigiḋ tú an brón ⁊ an tuirse ḋíom,
Is má leig mé mo rún le do ḃéilín ciúin
M' ainsín tú seaċ's mná an tsaoġail.
Mo ġalra dubaċ gan mé 'gus tú
Faoi ċoilltiḃ dlúṫa 'gabail faoi ḋo'n ngréin
Is go Cúig' Ulaḋ dá dtéiḋinn is tú,
Ċuirfinn mo ḋúṫract duit i gcéill.

III.

Is nuair a ṫéiḋim-se síos go hÍoċtar Ṫíre
  Ag iarraiḋ mná agus í ag magaḋ fúm,
Ag filleaḋ aníos ar m'ais arís,
  Is cosaṁail mé le hamadán.
Ag éirġe an lae ba truaġ mo sgéal
  Nuair a ṡil mé beiṫ d'á teannaḋ liom—
Naċ é mo ċroiḋe tá cráiḋte fao'n mnaoi tá ar lár
  Is naċ bfeicfiḋ 'mé go bráṫ 'na seasaṁ roṁam?

IV.

Níl mé tinn ⁊ níl mé slán
  Agus cia'n fáṫ, a ġráḋ, naċ dtuigir é?
Maiġre mná an ḃrollaiġ ḃáin
  Ḃí súgaċ sásta soineannta.
Tá piolla de do ġráḋ 'gaḃail ṫrí mo lár,
  A ṁíle gráḋ 'gus an iomarca
Tuirse an tsaoġail do mo ċlaoiḋeaḋ,
  Má 'sí anoċt an oiḋċe deireannaċ.

V.

Cuir do láṁ faoi mo ċeann
  Agus teann anall do ċionn-aḋairt liom.
Leag do ḃéal le mo ḃéal
  Go ndéanamuid féin ar gcoṁráḋ ciúin.
Sín do ṫaoḃ geal le mo ṫaoḃ
  Mar is é naċ ḃfuair mé éan-ṁailís ann;
Nó raċaiḋ mé de éag seaċ's fir óga an tsaoġail
  Is, a Ḋia, naċ mé ḃí im' amadán.

—Nuair a ṫéiḋim-se.

## 67. Meiriceá.

I.

Tá cnuic is gleannta Éireann
Ag dul ó léargus orm ⁊ béiḋ go deo,
Má dealuiġtear ó ċéile
Mé féin ⁊ mo ṁíle stór.
Tá an fairrge d'á tógḃáil
Is níl seólaḋ le fáġail ag luing ná ag bád;
Is mur ḃfáġamuid malrait córaċ,
Glac mo ċoṁairle ⁊ fan go lá.

II.

Agus mo léan gan mé ⁊ mo stóirín
Agus ar lóistín tóigte d'inn i Meiriceá,
Nó an long is fearr ag Seóirse
Faoi reaċt seóil againn ag tarrainnt ann.
Saiḋḃreas ríoġ na Fódla
Go deo ⁊ a fáġail le mnaoi
Agus go mb'fearr liom geall a pórta
Ar mo stór agam ná an méid sin cruinn.

III.

Is truaġ gan mé im' éinín
Nó im' féileacán o tom go tom;
D' aiṫriseoċainn sgéal do do ḃéal
Da ndéantá rún;

Do ġruaiḋ ba deirge ná an caor,
  Is tú is deise méin ⁊ leagan súl.
Naċ claḋarta boċt an sgéal é
  Is mo ġaolta uilig i bfeirg liom.

—Tá cnuic.

## 68. Linnseaċ Ḃeárnan.

I.

Déanfar droiċead óir ar Ṗoll an Eistre fós
  Agus béiḋ airgead i stórtaiḃ an ṁáiġistir,
Arm seasta i gcóir ag tiġeaċt ag déanaṁ spóirt
  Ag amarc ar an óigḟear álainn.
Ḟíon is puinns go leor béiḋear eadrainn ar bórd,
  Sláinte fear d'á ól trí ráitċe;
Siud féan ar an oiġre óg naċ sgarfaiḋ leis go deo,
  Agus buaiḋ Ċonnaċta le Linnseaċ Ḃeárnan.

II.

Tá luingseaċa ag an Linnseaċ a rinneaḋ ins an tír seo
  Ḋe ċoilltiḃ ⁊ de ċrainntiḃ a d'fás dó;
Gléasfaiḋe an coḃlaċ grinn i ḃfoirm ċeart 's i gcaoi—
  A ngunnaí ar a dtaoḃ ag láṁaċ.
Naċ mór an spóirt sa tír nuair a béiḋear a ċoḃaltaċ linn,
  A gcuid slata seoil faoi ṡíodaiḃ bána,
Aċt anois tá an ċuallaċt cruinn, tiocfaiḋ análl ar rí,
  Agus béiḋ sé ar cuireaḋ míosa i mḂeárnain.

III.

Cad a ḋéanfas muid ann siúd, má ṫéideann sé
coiḋċe anonn?
Tuitfiḋ an dúiṫċe uilig faoi smúit mar ġeall air;
Agus ċuaiḋ na meaċa ó ḋiúl a gcuid meala le n-a
ċuṁaiḋ
Is na héanlaiṫ tuit a gclúṁaċ le fánaiḋ.
Linnseaċ álainn úr a bfuil liaga ina ċoṁair,
A dtig iasg ar 'ċuile ċuan mar ġeall air.
Is gur deise ġluise a súil ná an réalt ar maidin
drúċt'—
'Sé samail dó bláṫ uḃall 'san ngáirdín.

IV.

Fásann cruiṫneaċt féin san áit a siuḃaileann sé
Ċoṁ paiteanta is tá féar i mḃeárnain.
Is gile a ṫaoḃ ná an t-aol ⁊ is deirge a ġruaiḋ ná an
ċaor,
Nuair a airiġeann sí ar ċraoiḃ i ngleánntaiḃ.
Ingean Ríoġ na Gréige atá ag fáġail ḃáis d'á éag,
Is níor ċodail a súil néal le ráiṫċe
Is gur b'éir'd deir briaṫra a béil gur b'aingeal é féin
Ḃí i gcoṁluadar Ṁic Dé na ngrásta.

—Ḋéanfar.

---

## 69. Neileaċ.

I.

Lá breáġ d'ár eiriġ mé ar árd-Inis Ḃeárnan
Ċoinic mé an pláinéad faoi ḋuiḃċin is faoi ċeo,
Is go mba airde a cuid deataiġ ná ceo Ḃéal an Ṁáma
Agus ċriṫfeaḋ sí tráiġeanna Conndae Ṁuiġ Eo!

Ġearr sí an aiṫġiorra soir ṫrí na sléiḃtiḃ;
  I n-aicill Ṁám Éan a ċuaiḋ sí 'un suain;
Anoir léi ar maidin is í 'sa reaċt céadna
  Gur ġlan sí Ceann Léime is Béal Caṫlaiġ taoḃ ṫuas.

II.

Raċaiḋ mé i mbannaiḋe gur sgéal i n-aġaiḋ nádúir
  Do Ḋoṁnall a ḃeiṫ ag tráċt ar a ġnaṫaiḃ níos mó,
An uair naċ raiḃ gléas aige a ċuirfeaḋ ó ṡnáṁ í,
  Agus 'ṡuraċt dó a báṫaḋ ar ṫóin an Ṗuill Ṁóir!
Ba láidre ag teaċt í ná neart Ḟianna Éireann
  Ná na ceárdaiḋṫe a d'ḟéaċaḋ a neart ar an tráiġ;
Ba luaiṫe í ná an capall a b'ḟearr a ḃí i mBréaċṁuiġ,
  Gan snáiṫe de'n éadaċ aċt teine ⁊ gual.

III.

Raċad go Gailliṁ ⁊ caiṫfiḋ mé tréiṁse ann,
  Geoḃfad caipín reḃéil do'n ċreideaṁ is cóir;
Tiubarfar an fairrge suas ṫrí na sléiḃtiḃ;
  Béiḋ saoṫruġaḋ d'á réir ann ⁊ boċtóċaiḋ an ċróin.
Raċad do'n Ḟrainc leis an mBainríoġain 'un pléisiúir,
  Béiḋ páirt de'n Ġearmáinn aici marḃ go fóill,
Aċt cia'n ṁaiṫ a bfaca tú ar talaṁ na hÉireann?
  'Sí Neileaċ an réalta ⁊ maireann sí beo.

IV.

I gCalaḋ na hInse 'seaḋ ċoinic mé an t-iongantas
  Naċ bfeicfiḋ mé arís, dá mairinn ċoiḋ'e beo,
Long ar an bfairrge ⁊ luċt os cionn dlíġe aici
  Agus Neileaċ 'na suiḋeaḋ ar an laċar d'á gaḃail.

Ḃaluiġ sí ṫarm mar ṡiolla de'n ġaoiṫ
  Agus d'ḟáguiġ Rinn Ṁaoile gan imirt gan ól.
Mo ṁisneaċ a ċaill mé ⁊ gur le donaċt a ḃí mé
  Naċ raċainn i dtír leat go Conndae Ṁuiġ Eo.

V.

An ceaṫraṁaḋ lá fiċead a d' imṫiġ Neil ṁór uainn
  Agus ṫóig sí na seólta 'un na fairrge siar,
Ag gaḃail leis na Blascaeid ag tigeaċt an tráṫnóna
  A ṁéaduiġ an ceo is an duiḃċin 'na diaiḋ;
Ṫáinic sé garḃ ⁊ ċuaiḋ sí ar ċúrsaiḃ
  Agus ċaill sí an triúr a b'ḟearr ins an ruan:
Ċuaiḋ sí do'n Tuirséis an ċéad ṁí de'n ḟoġṁar
  Gur cuireaḋ an ċróin uirṫí i láṫair an Ríoġ.

VI.

A Tim 'Conamara, má ġníonn tú mo ċoṁairle,
  Ceannóċaiḋ mé stiúir duit is culaiṫ ṁaiṫ seoil
Go dtéiḋ tú ar an mBeirtráiġ an ċéad lá de'n ḟóġṁar,
  Go dtóigiḋ tú an duais uaṫ' ag Poll Báid an Ċuain Ṁóir.
Má ṫéideann sé ċoṁ gar duit is go gcuirḟiḋear un cúrsa tú
  Le cuim an tráṫnóna ná ag éirġe do'n ló,
Is le neartuġaḋ na feartainne seaḋ a ḋéanḟamuid dúiseaċt
  Is béiḋ an ḟriġdeoir d'á plúċaḋ le stoirm is gaoiṫ ṁóir.

## VII.

Tá aos óg an ḃaile seo ag leanaṁaint a ċéile :
 Níl coiṁtíġeaċ aċt éanaċa Ċonndae Ṁuiġ Eo.
An ḃean a ḃí agam a ṡníoṁ mo ċuid ḃréidín,
 Caitfiḋ mé féaċaint a' ḃfuil sí ar an ról.
Gráinne na gCearrḃaċ an ḃean a ḃí siamsaṁail—
 Col-ceaṫar a ḃí sí ag Neileaċ faoi ḋó—;
Stop sí go fearaṁail na duis ar na píopaí;
 Ḃí an teaċ gan éin-triamsa go dtáinic Mills mór.

## VIII.

Ḃí ḃeirt is na slataiḃ is fear eile ag rífeáil
 Ḃa cosaṁail le luing i ḃeaḋ ag imṫeaċt faoi ċeo,
A d'ḟáguiġ a seaċt mallaċt ag Gairḃín sgríoḃṫa
 Is go Calaḋ na hInse ní ḟillfiḋ go deo.
Ḃí ceaṫrar 'un toraiġ ⁊ iad i n-a léine
 Agus fear eile ag féaċaint i n-aireaċas ċruaiḋ
Ar ḋoiṁneaċt na fairrge is dá ṫos leoḃṫ' 'na ṗéirsiḃ
 Agus is meatta sríoṫ Éire is í a leigean de'n ċuan.

## IX.

Cuirfiḋear géar-sgrúduġaḋ ⁊ ruaigfiḋear i gcéin é
 Is béiḋ Ḃriġdín Nic Ṫaeil ag sileaḋ na ndeór;
Tá Diarmuid ar creataiḃ ⁊ is ríġ-ḃeag an sgéal é—
 Tá an ḃruinneall faoi éiclipse fad is ṁairfeas sí beo—
Sgannruiġ sí Acaill ⁊ an siuḃal a ḃí léiṫe
 Agus ḃaluiġ sí Árainn an lá sin ó ló;
Go Béal Feirste ḃí a tarraint, 'sé a d'aiṫris a máta,
 Gur sáruiġ sí an árgó ag imṫeaċt le sgód.

—Lá Breáġ.

## 70. Neileaċ Ṁór.

I.

Agus a Neileaċ Ṁór, mo ṁíle stór,
  Gan mé leat ar bord na luinge
Ag seinnm ceoil ⁊ ag iomċar seoil
  Go mbaluiġeaḋ cóstaí Riċil.
Raċam le cóir go hInis Bó-finn',
  Ġeobfamuid beóir is fíon ann,
Agus amuiġ i gCeann Bóirne raċam 'un coṁnuiḋe
  Agus ġeobfam lóistín oiḋċe ann.

II.

Níl éin-ċeárd i bfus ná ṫall
  Nár ṡiubail mé ag déanaṁ pléisiúir;
Éan-aon aṁáin a bí in mo láiṁ
  Nuair a fuair mé an cárta déiḋeanaċ.
Leag mé an máṁ go dlúṫ le clár
  'Gur ba ṁaiṫ an beart le déanaṁ,
Agus ní ċuirfinn mo ġeall naċ bfuil fear 'san áit
  Naċ bfuil sásaċ sásta ina intinn.
—Agus a Neileaċ.

---

## 71. Máire.

I.

Déanfaiḋ mé cuilt de mo bríste
  A ṁairfeas le saoġal na bfear
Is ní bainfiḋ mé an ḟéasóg seo díom-sa
  Go bfásaiḋ sí bliaḋain ar fad.

Ionnsóċaiḋ mé amaċ faoi na tíorṫaiḃ
Ċoṁ mulṫaċ le caoiriġ ġlais,
Is mar ḃfáġaiḋ mé bean ar an gcaoi sin,
Fágfaiḋ mé an saoġal ar fad.

II.

'Sé mo ċreaċ is mo ċráḋ
Naċ ḃfeicim-se Máire ag tiġeaċt
Trearsna trí ṁalaiḋe an Ċnuic Ḃáin
Nó aitġiorra an Ṁáma aniar.
'Sé mo ċroiḋe tá lag marḃ in mo lár—
Is fuide liom lá ná bliaḋain—
Agus a stóirín, mur dtigiḋ tú i mbáireaċ,
Béiḋ mé faoi'n gclár 'do ḋiaiḋ.

III.

Éirig is cuir ort do ċuid éadaiġ
Is teanam liom féin 'un siuḃail
Anonn mar ḃfuil Easbog na hÉirne
Go gceangaltar mé 'gus tú.
Saoṫróċaiḋ mé arán ⁊ tae duit,
Beóir ṁait na hÉireann 's lionn,
Is ní feicfiḋ tú bliaḋain de mo laeṫiḃ
Go mbíḋ bád againn is, b'féidir, long.

IV.

Éirig is cuir ort do ċuid éadaiġ
Is teanam liom féin 'un siuḃail.
Fiċe bó ḃainne de spré
Leis an ainnir atá ar ṫaoḃ an ċuain.

Deir siad go bḟuil sí láġaċ péacaċ
Is gur cosaṁail le Ḃénus í,
Aċt is glas iad na cnuic is ní féarṁar,
Agus fill orm féin arís.

V.

Is truaġ gan mise ⁊ mo ċéad searc
I mullaċ an tsléiḃe amuiġ,
Gan duine ar biṫ beo ḃeiṫ 'nar ngaoḃar,
Aċt sneaċta d'á ḟéideaḋ a dtuaiḋ.
Sínḟinn síos le na caol-ċum
Is ní leigfinn d'á gaoḃar fuaċt,
Agus ḃéarfainn póg milis d'á béilín
Ċuirfeaḋ na céadta 'un suain.
—Déanfaiḋ mé.

---

## 72. Máire Ní Taiḋg Óig.

I.

Is nil lúibinn claiḋe na scailpe ná bainseoigín réiḋ
Ó barr Lug na nEaċ go Párrṫus na naoṁ
Nár ṡiuḃail mé gan tuirse ar biṫ le gráḋ geal mo ċléiḃ,
Mar ṡúil is go ḃfuiġinn toil uaiṫi aċt ṡáruiġ sí mé.

II.

Mo léan géar naċ ḃfuilim ⁊ an té a b'annsa liom faoi'n saoġal
I lúibinn Lug na nEaċ nó i bPárrṫus na naoṁ,

Mo ḋá láiṁ a ḃeiṫ fúiṫi 's tairsi 's mé ag pógaḋ
 a béil
Agus an oiḋċe ḃeiṫ ċoṁ fada le éin-tseaċtṁain
 déag.

III.

"Éirig suas, a ḋearḃráṫairín, ⁊ buail faoi'n ród;
Tabair leat do ċapall buiḋe ar a tóir;
Téirig go bord an ċalaiḋ ⁊ aiṫris di mo ḃrón,
Agus tabair leat a baile í, Máire Ní Taiḋg óig."

IV.

"Ná héirig 'do suiḋeaḋ, a ḋearḃráṫair, ⁊ ná buail
 faoi'n ród,
Agus ná tabair leat do ċapall buiḋe ar a tóir;
Ná téirig go bord an ċalaiḋ ⁊ ná haiṫris di a ḃrón,
Agus ná tabair leat a baile í, Máire Ní Taiḋg óig."

V.

Is úire í ná an drus ⁊ is áille í ná an sgéiṁ;
Is fiú ċúig ṁíle eile a cáiliḋeaċt is a méin.
Tá an rós i n-a leacaiḃ ⁊ naċ áluinn é?
Agus is truag gan mise is Máire i n-árus dúinn
 féin.

VI.

Ní féidir liom a ceannaċ ⁊ ní díoltar an stuaim,
Agus Éire uilig ní glacfainn i n-éiric mo ruain
Go dtagaiḋ réalta ó ḟlaiṫeas a ċuirfeas sinn 'un
 suain,
Agus tá na spéarta ag cur ṁealaḋ ins an taoḃ
 seo ṫiar a dtuaiḋ.

—Nil Lúibinn.

## 73. Muruisg.

I.

Mo ṡlán-sa ḋuit, a Ṁuruisg, a ḃí siamsaṁail suairc,
Is ḋo na sléiḃtiḃ ḃreáġa mealaḋ ḃí ar an taoḃ
deas de'n Ċruaiċ
Ba ḃinne liom an roilleaċ is í 'siuḃal suas ó'n tuinn
Ná ceólta na cruinne ⁊ ḃídís uilig cruinn.

II.

Is nuair a éirigim féin ar maidin ⁊ feicim i ḃfad
uaim siar an Ċruaċ,
Bíonn mo ċroiḋe istiġ ar mire ⁊ m' aigneaḋ go
buan;
Níl na daoine seo mar ċleaċt mise síodaṁail ná
suairc,
Aċt mar ḋéanfaiḋe de'n ġlas-dair geárrṫa amaċ
le tuaiġ.

III.

Da ḃféadainn-se féin seasaṁ go labruiġeaḋ an ċuaċ,
D'ḟillfinn a baile ⁊ ḋéanfainn mo ċuairt.
Meireaċ an uṁluiġeaċt a ḃí agam ariaṁ do'n ord,
Ní ṫréigfinn coiḋċe Muruisg ná aoiḃneas na gcuan.
—Mo ṡlán-sa ḋuit.

---

## 74. An Druimḟionn Duḃ.

I.

Is óro, a ḋruimḟionn duḃ, óiġiorra, a ḃó,
Agus óiġiorra, a ḋruimḟionn duḃ ḋílis ó,
An maireann do ṁuintir nó an ḃfuil siad-san beo?

Tá siad sa díoġaiḋ ⁊ béiḋ le n-a ló
Ag súil le Ríġ Séamus a ṫiaċtain i gcróin.

II.

D'éiriġ mé féin ar maidin go moċ
Agus fuair mé an druimfionn duḃ ins an ngort.
'Sí a b'ḟearr bainne ⁊ ba ṁilse blas
Agus tá súil le Íosa Críosta á'm go ndéanfam ar leas.

III.

D'éiriġ mé féin ar maidin Lá'il Pádraic
Agus fuair mé an druimfionn duḃ i bpoll ṁóna báiṫte ;
Ġread mé na bosa ⁊ leig mé na gáraiġil,
Agus tá fios ag Dia dílis, ma's á'm a ḃí a áḋḃar.

IV.

Nár ḃ'ḟurusda duit féin a ġaḃail 'un na buaile
Agus do sáiṫ de'n ḃainne a ól an uair sin :
A ḃó ḃuiḋe ⁊ a ḃó ḃreac, sin ⁊ a ḃean uasal,
Agus a ḃóin ḃeag eile nár ċuir cos i n-a buaraiġ ?

V.

Sláinte Ríoġ Séamus is é ag léimniġ i mbruinn a ṁáṫar,
Dalta na cléireaċ ⁊ oiġre na Ḃreatáiní,
Sasanaċ ná Albanaċ naċ n-ólfaḋ a sláinte,
Ar ċúl a ċinn i n-ifrionn ⁊ agaiḋ a ċos i n-áirde !

—Is óró.

# 75. Giorróid Ó Mórḋa.

I.

Dá ḃfeicteá cúirt Ḃalla i lár Ċonndae Ṁuiġ-Eó
Agus a háiléir ḃreáġ' ġeala tá le fada faoi ḃrón!
Tá an tiġearna boċt craiṫte ⁊ ní ḃéiḋ sé i ḃfad beo
Faoi n-a ċliaṁain a ḋul i dtalaṁ, crann seasta gaċ
spóirt.

II.

Is a Ġiorróid óig uasail a fuaduiġeaḋ 'sa mbruiġin,
Idir eaċraiḋ ⁊ tú ar uaigneas 'sé mo ċruaiġ an
Bo Peep;
Ḃí lásaí ar gruamaiḃ ⁊ a' t-airgead ag sileaḋ síos;
Ḃí ór buiḋe ar do ġuailliḃ ⁊ é ag fuadaċ le gaoiṫ.

III.

Dá ḃfeicteá-sa Giorróid is é 'na ṡeasaṁ ar an tsráid
Ag comráḋ leis na h-óig-ṁnáiḃ ⁊ a fuip ina láiṁ.
Cuireaḋ dólás ar ṁórán i ḃfus ⁊ ṫall;
Cuireaḋ teiṁeal ar an ngréin ⁊ ḃí an ġealaċ 'na
dall.

IV.

Is a ġeirrfiaḋaċa na tíre, ceannuiġiḋ luing,
Agus téigiḋ de'n sgrib sin tar fairrge anonn;
Níl fasgaḋ ná dídean a ċois claiḋe ná tuim
Ó cailleaḋ an Bo Peep ⁊ an Galloper Donn.

V.

Is níl éinín dá binne ná iolraċ dá ṁéad
Naċ ḃfuil ag éalóḋ ó'n sionnaċ faoi ḃarraiḃ na gcraoḃ,
Ó ċuaiḋ ar an eilit ⁊ go ndeaċadar uilig i léig,
A Ċnoc Ḃarúin na mallaċt, nár ḟásaiḋ ort éin-ribe féir.

VI.

'Gus a ḃaintiġearna Máire, 'sé mo ċráḋ tú ḃeiṫ 'do ḃaintriġ,
Agus i n-aimsir na rásaí b'áluinn é do ṁarcaċ;
Nuair a síl tú a ḃeiṫ réiḋ ⁊ sgéal a teaċt 'do ċoinne
Ṫáinic leitir faoi n-a séala gur éag sí an ċraoḃ-laoġ.

VII.

Dá mairidís na Múrtaí ag an Múta mar ba ċleaċtaḋ,
Ḃainfeaḋ asta an t-uaḃar an t-uaigneas is an macnas.
Ní hé sin is truaġ liom, is mór liom le n-aiṫris;
Fíor-scot na huaisle a ḃeiṫ sínte ins an talaṁ.

—Dá ḃfeicctá.

## 76. Seágan Ó Máille.

I.

Ḃí mé lá breáġ ag dul an ḃealaċ
Agus casaḋ an cailín óg ḋam
I dtcaċ fuair folaṁ gan déiḋ ná deataċ
Agus ḃí sí ag gol go mór mór.

D'ḟiafruiġ mé go ciúin de'n ainnir
  "An mar sin a ḃíos tú i gcoṁnaiḋe?"
"Níor ṫriomuiġ mo ṡúil ⁊ níor ṫaoḃuiġ mé an baile
  Ó ċoinic mé tú 'sa ḃfoġṁar."

II.

"Taḃair tusa do ṁallaċt dot' aṫair
  Naċar ċuir ag sgoil go hóg tú,
A ṫiuḃraḋ ḋuit-se mo leitir a ṫuisgint
  A ċuirfinn ċugat ar uaigneas.
Annsin a ċuirfinn mo ḋúṫraċt i gcion duit
  Naċ sgarfainn le mo ló leat,
Is nuair naċ ḃfuil an cás mar sin,
  Mo ḃeannaċt leat, a stóirín."

III.

"Agus a ógánaiġ ṁúinte, ġeall tú ḋam-sa,
  Nó cia'n fáṫ naċ dtigeann tú dom' éiliuġaḋ,
Nó an é an sluaġ ḃriuġneaċ a tóig t'agaiḋ ḋíom,
  Agus an geallaḋ cruaiḋ a ṫug tú féin dom?
Nuair a ḃ'annsa leat mise, níor ḃ'annsa liom tú,
  Agus ní ḟeileann an dá nós a ċéile,
Agus gur ḃ'é an cleaċtaḋ a ḃíoḋ agat ins gaċ bealaċ
      ag a siuḃailteá
  Do speal a ḃaint as cúilḟionn ar biṫ a d'ḟéadfá."

IV.

Siúd í samail do mo ċailín ṁaiseaċ
  Cúilín clannaċ claonaċ,
A gruaiḋ trí lasaḋ ⁊ a béilín mealaḋ,
  Agus í mar sneaċta ar taoḃ cnuic;

Is caol é a malaiḋ, is mín é a leacaí
  Is naċ aoiḃinn ḋ' ḟear a ḃréagṫá?
Aċt mo ċráḋ dá gcroċtaoí i mbáireaċ mise,
  Mar ġráḋ buan a ṫug mé féin dí.

## V.

Cailín boċt mé a rugaḋ le fortún,
  Agus faraor ḃí sé i ndán dom
Go mbeiṫí ag caint orm ar fud an ṗobuil
  I ngeall ar Ṡeaġán Ó Máille.
B'ḟearr liom féin, ní mór mé a ċroċaḋ
  Nó mo loisgaḋ idir teinṫiḃ cnáṁa,
Sul a ṫiubharfainn le ráḋ do éinneaċ beirṫe
  Go silfinn deor mar ġeall air.

—Ḃí mé.



# Míniuġaḋ ar na hAṁráin.

## I. Cois Leasa Ḃíos go hUaigneaċ.

Seo aṁrán maiṫ a ḃfuil go leor cruaḋ-Ġaeḋilge ⁊ sean-ċainte ann. Ṫóigeamar síos ó ḃeirt é .i. ó Ṫomás Ḃreaṫnaċ i gCorr na Móna i gContae na Gaillime ⁊ ó Ṁíċeál Ó Ċaḋáin ar an gCraoḃaiġ i n-aice Ċunga i gContae Ṁuiġ Eo. Níl ḟios againn cia rinniġ é, aċt is cosaṁail go ḃfuil sé déanta le hanḟada. Aċt cébi cia ċum é, is deacair a ḟáġail, i dteangaiḋ ar biṫ, aṁrán is fearr ná é.

I. 2. m'éinḟear: "alone," lit. "in my one man." Pronounced as spelled.

3. ḋearc: often used transitively in poetry as here; generally "ḋearc mé ar . . ."

5. ſeasail: "to stand," "to appear outlined against the sky." We have never met this word except here. Stuaiḋ ċnuic, "a small sloping hill"; probably refers to the "Lios."

6. Other version: Ḃa suḃ-ġeal a sgáile.

7. réalta na caorаċ: refers to some constellation.

8. gaċ n-éan: except in this song we have not met this prefixed n in the spoken usage.

9. Ḃí folt . . . léiṫe: "Her hair was hanging down by her to the ground."

10. go cráiḃṫeaċ = "go mín réiḋ."

12. go ḟeoir .i. go dear sliocṫa.

13. Ḃí na raen-eairc . . . ċríon: "she had sparkling eyes of the deepest blue, in her countenance without a frown, and without a wrinkle." Possibly réiḋ ndearca?

15. géar-ċaiṫeaṁ gaeṫe: "eagerly throwing love glances," lit. darts.

16. i dtréar . . .: The meaning of the line is obvious, but it is not easy to understand the application of "tréar." It appears to be the singular of "tréarṫa."

II. 2. aolann: sometimes written éalann.

3. malaiḋ ġearra: the aspiration of the adjective in the plural appears to be irregular, but *cf.* beiṫiḋiġ ṁóra. Gearr-ṡnuiḋte is predicative.

6. ar éan-ḋaṫ: "of the same colour." "Ar éan" in conjunction with a noun is equal to "same"; *cf.* "Ḃí sé ar éan-ċineaḋ liom," "he was of the same surname."

9. reaċtaiḃ: "fits." Compare the everyday expression, "ṫáinic reaċta cuṁaiḋe air," "he got fits of grief."

10. Ḃíoḋġ mé . . . éan: "I gave a sudden start like a flock of birds."

11. ċéill': final e is omitted to suit metre.

16. A ṫug Téirne . . .: The reference here is not obvious, perhaps this máiġ is "máiġ mell" of older literature.

III. 1. a'm: a contraction of "agam."

9. Nó an bean . . . le draoi: "Or the woman to whom, through sorcery, my affection went out."

10. na Fiarcaiḋ Finn: We do not know whether this was intended to mean a real place or no.

11. Nó an bean . . . go mór: "Or the woman from the peak from which brave Conall fled, a while greatly enamoured of her."

15. Nó an ġrian-ḃean: "Or the sun-like woman who left the noblest (?) in grief."

16. sár-ṅeasa (?): Both seanċaiḋṫe pronounce this word "sár-ṅeatr." This appears to be an impossible combination—*i.e.*, tr at the end of an Irish word, but may result from running the word into the following f.

IV. 1. Éireann: This repetition of "Éireann" is probably a mistake.

3. le ar ċeangal tusa: "through whom you connected us on one side with the descendants of Ágún the Great."

4. Ágún Mór (*sic*): according to tradition, a chief who lived in the neighbourhood of Cong.

7. i n-éiric ó n-a laoċ mear: "as a compensation for the active warriors." The ó here is not a preposition but an expletive. The use of this ó as an expletive is common in all the older songs.

8. de léiġeaḋ: "as a balm to my sorrow."

10. Gan spot, cuan ná ceangal daor: "without a slave (?); a following or valuable covenant (?)."

11. An ḃfuil oinneaċain le finne féib: "is there any reverence for beauty or virtue."——"Finne féib," *cf.* "Consert la *feba féne* fogart geinsiu genas"——Fled Bricrend (Bruaṫar-ċaṫ na mban).

13. ina réiḋ-sruiṁ: This refers to the old Irish families; sruṁ, a family, a race of people is cognate with sruṫ and sreaṁ. In this instance the s in sruiṁ is not aspirated after réiḋ or tréiṫ.

---

## 2. AN ĊAOIN-RÓIS.

I. 2. dualaċ: *i.e.*, "having several ears or branches."

3. Clainne súiġte . . . .i. naċ raiḃ éan-ṁaiṫ ag saṁluġaḋ leis daoine gan éan-sgéiṁ.

4. fás-feinnm ċeoil: **Rule**—The feminine verbal noun aspirates noun following.

II. 1. dá ḃfeicṫá: Note that the Subjunctive of the verb is used with dá, mur (muna) nó go, &c., though often wrongly confounded with the Conditional. The irregular verbs have the Subjunctive formed from the present stem: *cf.*, mur dtugaiḋ, dá dtigeaḋ. The caol le caol rule does not necessarily hold for verbal terminations.

Aoileann, *f.*, a beautiful woman. Sometimes written faoileann.

3. Níor ċuiḃe léiṫe: "she did not deem fitting."

III. 1. ar ṡliġe an eombra: "like the amber" [possibly = ar lí an ómra].

3. na trí sroide: when the plural is used with numerals the initial consonant is not aspirated.

4. Sí is ró-ġile píop ó: "She has the fairest neck": *cf.* ó in "Cois Leasa," III. 7.

IV. 3. is beag mo spéis . . . crón: "small is my desire for your prudish termagants who are duckish-yellow and swarthy."

4. Ró-spéis: "great desire." This usage of "ró" qualifying a noun is unusual. Compare "an-ċapall," "a great horse."

---

## 3. CAIPTÍN BRUADAR.

"Miċeál Ó Bruadair, a ḃí ina ċoṁnuiḋe ar an gCeaṫraṁain Ċaoil i n-aice na Páirċe a rinniġ an t-aḃrán. 'Séard a ḃí in Miċeál Ó Bruadair caiptín luinge ar luing robála ag Linnseaċ Ḃaile Neaṁnaċ ⁊ d'éiriġ sé as na loingseaċaiḃ ⁊ ċeannuiġ sé long dó féin. Loċtáil sé annsin í i Santa Cruz le teaċt go hÉirinn. Ḃí sé féin ⁊ caiptíní eile loingise ⁊ na loingseaċa loċtáilte aca le triall go hÉirinn. Rug fear aca ar láiṁ leis ⁊ d'ól sé a ṡláinte ⁊ duḃairt sé: 'Faraor gan an greim sin agam ar Ċaiptín Bruadar.' 'Is dóċa go mb'olc an duine é sin,'

ar sa Bhuadar. 'Sé an rubálac ba mó a bí faoi'n ndoman é,' adubairt an caiptín eile.' 'D' innseocainn-se duit,' arsa Bhuadar, 'act fios a beit agam nac n-innseoctá coidce é.' 'Ní innseocad,' a dubairt an caiptín eile. 'Mé féin an duine sin, act d'éirig mé ar an sceird sin ⁊ tá luing agam féin le hagaid tráctála,' arsa Bhuadar. Cuir an caiptín eile fios ar an ngárda ⁊ gabad é ⁊ cuiread cúirt air ⁊ fuair sé de triáil an t-aimsir á déanaim. Crocad é ⁊ díolad an long."

—Tomás Breatnac.

I. 1. Paidí Uí Linnsig: Bí an Linnseac ina comnuide i mbaile Neamnac i n-aice Loca Measga i gConndae na Gaillime.

Ag déanam bróin: "lamenting." Notice form of expression.

3. Ó dallad m'inntleact: "since my intelligence has been blinded."

4. I gciantaib .i. i bfad uata.

II. 1. Dá mairead: "if my old father were alive."

2. is gac láim liom: "in each of my hands": is is the form of the preposition i used before gac and the article—e.g., "sa cuile áit" = "is gac uile áit," "is na coilltib," &c.

3. Meireac = muna mbead = "were it not."

III. 1. ní mór go dtig liom .i. is beag le go dtig liom innsin.

3. císeas: s is always pronounced in this word.

4. a maireann: "all who live of my relations;" gac is understood before this a. Gac a is always followed by eclipsis.

IV. 1. má téideann: Rule—The present is used with má even where the meaning is future.

3. Nuair a síl mé: "when I attempted to go to see them."

5. Is nac amlaid geall Mac Dé dom: "and so it was decreed for me by God."

V. 1. ag óig-fir: *recte*, ag óig-fearaib.

2. ba cóir: c is sometimes aspirated after ba.

3. toga 'cuile ceoil: "the very best of music;" toga is a noun, and is followed by genitive.

VI. 1. An Ceatrama Caol: i n-aice Loca Measga i gConndae na Gaillime.

2. cearca fraoig: "grouse."

5. tigeact oid' 'L' Muire Móir: "at the approach of the Feast of the Blessed Virgin." Proper names are not aspirated after the word féile, a feast.

VII. 1. Cait, "spent," used for expression referring to time.

2. Faoi mór-cion: "greatly beloved by my master." Notice the

usage of faoi to express state or condition. Fad ir leig mé do'n ól: "as long as I let the drink alone."

3. Mur gcartaoi: cuirtear an "t" fa leagan reo i gcomnuide tar éir "mur." Breathnuig ar nóta II. 1, Caoin-Róir.

4. d'á bfiarruige: "to inquire after them." The f is not pronounced, but affects pronunciation of r.

VIII. 1. Tá punt . . . . agam: "There are twenty-one pounds due to me." Tá . . . . orm = I owe.

3. Faitcior go mbéarfaide tiar orm: "for fear of being taken by surprise."

4. I ngeall le fiacaib: "on account of debts." I ngeall le = mar geall ar.

IX. 5. Ir níor dócaide an t-ád . . . mórr: "It was not more likely that some of them would have luck, than that they would have the height of misfortune."

X. 1. Go dtagaid: see note on Caoin-Róir II., 1 as to mood of verb. Cnoc na Cruaice .i. Cruac Pádraic.

3. Go ndéantar: this is a present Subjunctive; the future Indic. would be déanfar or déanfaidear.

5. Ní feicfidear: this form, pronounced as written, is the more usual future (in Connacht) of the Impersonal verb. But also feicfear, ⁊c., is used.

---

## 4. Béal Áta hAmnais.

Seo amran nac bfuil fior againn cia rinnig é, act ba duine aeúearac go maic a bí ann do réir na cainnte atá aige ran amrán.

I. 1. 'Sé mo truag go buan: the é agrees with the following clause—nac fút, ⁊c.

6. ag déanam buadarta, "sorrowing," *cf.* ag déanam bróin; angair (*recte* amgair).

6. I ndán dom: "destined for me."

7. dá gcuirtí: the past Subjunctive has the same form of the verb as the consuetudinal past.

II. 1. dá n-éaluiginn: see last note; also Caoin-Róir II., 1.

2. Cé baineann ré do'n Eaglair: "that has nothing to do with the Church."

III. 3. Sladadar mo pócaí . . . .i. gur fágadar gan airgead ná ór iad.

5. do ceann-buacaill: the "o" of do is not omitted before a slender vowel, but there is a *y* sound between the two.

IV. 7. mo ṙoġain: roġain, noun; roġa, adjective. The r in roġain is aspirated after mo.

V. 5. an eala: pronounced as if written an alaiḋ.

6. gruag: the dative gruaig of this word is often used in the nominative.

VI. 4. 'mo ċoṁnaiḋe: idle, doing nothing.

8. an tsráid seo: The use of the article before sráid would not be admissible, but for "seo" is used after it.

VII. 4. an tsinnsir: sinnsear is a collective noun used only in the singular. Géilleaḋ do ġlórṫaiḃ . . . "heeding the sayings of my ancestors."

7. Faoi n-a lán-ṙeaċt seoil: "Coming under full sail and before a favourable wind."

8. ruan: "love;" not to be confounded with rún "a secret."

VIII. 6. Faoi Luġnas: "in August."

---

## 5. An Ḃruinnillín Péacaċ.

Ċoimiceamar an t-aṁrán seo, ⁊ ḃí ceaṫraṁa nó ḋó ḋe'n aṁrán atá ina ḋiaiḋ measgṫa tríd, aċt níl baint ar biṫ ag an ḋá aṁrán le n-a ċéile. Ní'l fios againn cia rinne an t-aṁrán seo; aċt is é Seágan Breaṫnaċ a ḃí sa Ros Ruaḋ a rinne an t-aṁrán eile.

I. 1. an iorna: Rule—When the article is followed by a vowel the n is always doubled; if the vowel is slender the article is pronounced with a slender double -n as here; if broad the article has a broad double -n. The same rule holds for words beginning with an aspirated f.

2. Is gur b'é: "for it was": agus go often equals "for."

II. 2. Cur tuairisg: "looking for."

4. a dtug mé ḋí: when the relative is in the dative or genitive case it causes eclipsis of the following noun.

III. 1. ḋá ċroiḋe—*i.e.*, "fickle."

3. nóta ċúig bpunt: Rule—The numerals trí, ceiṫre, cúig, sé eclipse in gen. plural. When the article is not used before them they are themselves also aspirated in genitive plural. Cúig, however, is aspirated in all cases where the article is not used.

V. 1. i gcion ṁór: the preposition i before a noun in dative singular causes aspiration of following adj.; *cf.* i n-aireaċas ċruaiḋ, ⁊c. Tá sé in' ḟear ṁór and tá sí 'na cailín ṁaiṫ are particular cases of this rule. The same rule applies to the other aspirating

prepositions, ar, do, ⁊c., when the article is not used before the noun—*e.g.*, ar iarann ḟuar.

VI. 3. a ḃfásann air: "on which grows." The preposition governing relative is generally used after verb in modern Irish; the use of prep. before relative and verb (except with cia) is getting obsolete.

4. Má ṫigeann liom é: "if I am able." Má ṫigeann liom is made into a trans. verb governing é; *cf.* má ḟéadaim é, ta ḟios agam é, &c.

VII. 4. réasún a dtug: several words, such as caoi, áit, point, &c., have a preposition understood after them, thus governing relative and causing eclipsis of verb.

---

## 6. Peadairín Páḋraic.

"Seaġán Breaṫnaċ a bí sa Ros Ruaḋ a rinnig an t-amrán seo do Ṗeadairín Páḋraic ⁊ do ċailín óg a raib sé féin ⁊ fear eile ag cúirtéaraċt léiṫe."

—Tomás Breaṫnaċ.

I. 1. Tá go leor focla sa dá líne seo ag tosaiġ leis an leitir ċéadna.

II. 3. Labair sí caoiḋeamail: the go of adverb is twice omitted in this song, in each case before caoiḋeamail.

III. 1. cá bfuil: cá is pronounced separate from bfuil in this particular instance.

2. tiar: the t in tiar is pronounced unaspirated owing to s in agus; *cf.* fút ⁊ tart; i bfus agus tall, &c.

IV. 4. ar Ṡeaġán Breaṫnaċ .i. an fear a rinnig an t-amrán.

---

## 7. Béal an Áṫa Buiḋe.

Buaċaill óg a bí mór le cailín, ⁊ bí a muintir d'á ċomairleaċan gan í a ṗósaḋ. Rinne file eicín, ní'l ḟios cia hé, cúig ceaṫramna ḋe amrán dó féin ⁊ do'n ċailín.

I. 3. céaċta Gaeḋealaċ: "a home-made plough" or "a plough of Irish manufacture."

4. réabfaḋ: pronounced réapaḋ. The f in the conditional active is rarely pronounced in Connacht, but it always effects the pronunciation of the preceding consonant. This effect is the opposite to eclipsis: thus, f occurring after b, de-eclipses it and causes it to be pronounced as p. The f after d in d'ḟéadfaḋ causes

the ᴅ to be pronounced as ᴛ; and it changes ᵹ into c, as ċóiᵹfeaḋ, pronounced ċóiceaḋ. The general effect of this ꞅ after all consonants is equivalent to placing after them an aspirated ᴛ. Compare the pronunciation of céaᴅċa, ḃainfeaḋ, leaᵹfainn, leaᵹċa, &c. The de-eclipsing effect only applies in full to middle letters—*i.e.*, b, ᴅ, ᵹ.

II. 7. ᵹo ᴅᴛiuḃaꞅꞅainn: this is the eclipsed form. The ordinary and aspirated form is ḃéaꞅꞅainn, ḃéaꞅꞅaiḋ, but ní ċiuḃaꞅꞅainn is also used.

III. 2. a nᴅeaꞅnaiḋ: the final iḋ is not pronounced when followed by the personal pronouns, hence the word would be more correctly written nᴅeaꞅna; ꞅeiꞅᵹéal = "love-story."

IV. 6. ḋá ᴅᴛéiᴅíꞅ le cuṫaċ: "if they were to go mad." Cuṫaċ is here pronounced cúċ, approximately.

---

## 8. ḃíḋí ḋeas na ḃpéaꞅlaí.

Ꞅeaꞅ ḋe Ċlainn 'Ac an Aola a ḃí ṫiaꞅ aᵹ Muiᵹ Aꞅᴅ (Co. na ᵹaillimhe) a ꞅinniᵹ an ᴛ-amꞅán. Ḃí ḃíḋí ḋeas na ḃpéaꞅlaí aꞅ na mnáiḃ ba ᴅeiꞅe a ḃí ioiꞅ an lionán ⁊ an Cloċán le n-a linn féin. I mḃun Aḃann (Conamaꞅa) ḃí ꞅí 'na comhnuiḋe, aᵹuꞅ ṗóꞅ ꞅí ꞅeaꞅ ᴅe Ċlainn Ṁac an Ꞅiᵹ aꞅ leiᴛiꞅᵹeiꞅ, aċᴛ ᴅ'imṫiᵹ ꞅí uaiḋ aꞅíꞅ aꞅ a comhaiꞅle féin.

I. 5. oineaċ: "honour," sometimes pronounced "oinneaċ."

13. "A ᵹlacꞅaḋ leaᴛ maꞅ ċéile": b'ꞅiú ḋo ḋuine a ḃeaḋ aᵹ ꞅoᵹluim ᵹaeḋilᵹe leaᵹanaċa ᴅe'n ᴛꞅóꞅᴛ ꞅeo a ṫabaiꞅᴛ ꞅaoi ᴅeaꞅa.

II. 5. cóꞅᴅa (?): this is hardly a right Irish word, as it is pronounced with an English d.

9. le ꞅiꞅ: the dative form ꞅeaꞅaiḃ is becoming rare.

i mo eolaꞅ: when the noun after mo commences with a slender vowel the m in mo is, nevertheless, sometimes pronounced broad. On this account we have retained the o in a few cases.

11. Ꞅíoᵹ Seoiꞅꞅe: the learner will notice that there is no apposition in Irish.

III. 2. A ṗeaḃaꞅ aᵹuꞅ ṁol mé: "how well I praised." The learner will notice the use of the phrase "a ṗeaḃaꞅ aᵹuꞅ," which is the Irish equivalent of "how well;" *cf.* a ḋonaċᴛ "how badly," le aiꞅᴅe "so high," &c.

10. Iꞅ ᵹile ṁíne: Rule—An adjective in the comparative degree aspirates the adjective following it; *cf.* "Iꞅ ᴅeiꞅe ᵹluiꞅe a ṗúil."

## 9. AN tSAIL ĊUAĊ.

Féiḋlim Mac Ḋubġaill a ċum an t-amhrán seo faoi ḃád a rinnig Máirtín Breaṫnaċ ar Carla. Níor ḃféidir éan-ḃád a ḟáġail ba ṁeara ná í, aċt ḃí an file ag déanaṁ amaċ go raiḃ sí ṫar cionn.

I. 3. Ceann Ḃóirne: a rocky headland on the coast of Clare opposite Spiddal, at the narrowest part of Galway Bay.

8. Fear ar foġnaṁ: "a respectable man."

II. 7. Le airde is ḃíonn sí ag cáṫaḋ: so high does she dash (lit. winnow) the spray.

III. 3. teaċtain = teaċt. This is a survival of an old accusative form.

7. Obair plána: the p is not aspirated, as one would expect, after a feminine noun like obair.

IV. 2. Is deise múnla: "of nicest mould."

3. cuantaiḃ: several nouns which have an n or an l at, or near, the end of the word form their plurals by adding -ta or -te; *cf.* móinte, spealta, dánta.

8. ġeál=yawl.

---

## 10. AN CAISDEAĊ ḂÁN.

Síltear duine gur ḃ'é an Caisdeaċ [nó Caisideaċ] é féin a rinnig an t-amhrán seo, aċt níl tada againn a ċruṫóċaḋ gur ḃ'é, mar is gnáṫ filíḋeaċta sa nGaeḋilge amhráin a ċumaḋ mar seo agus an ċainnt a ċur i mbéal an duine a ndéanfaiḋe an t-amhrán faoi.

I. 1. Mullaċ na Cruaiċe .i. Cruaċ Ṗádraig.

2. An tSléiḃe Báin: this is the way we have always heard the word: b in báin not aspirated. Perhaps this mountain is identical with the range of mountains in east Roscommon, generally written in books as Sliaḃ Báġna. Words which were neuter in Old Irish do not have the adjective aspirated in the genitive, as a general rule.

5. "go snuiḋ mo ċluasa," "to my ears."

8. Caisdeaċ .i. Caisideaċ, nó Ó Caiside.

II. 5. ar ṡúil an ḃóṫair: "near the road."

8. In do ċeangal foġṁair, ⁊c.: "I would not mind how you would tie sheafs in autumn."

III. 1. Ċuir tú i gcéill dom: "made me believe."

IV. 7. A ċúilín donn-deas: d in donn not aspirated owing to preceding n. Deas, not generally declined.

V. 2. Cúig mbliadan: see note to Bruinnillin Péacač III. 2. bliadan, short gen. plu. of bliadain.

VI. 6. ceol dá seinnim ann: "music being played in it." The d in d'á is not aspirated owing to the l which precedes it. This d'á is sometimes incorrectly written 'gá.

VII. 2. m'aonrac (pron. m'éanruic): "alone." Older form = m'éin-fear (m'aonar).

VIII. 1. Caimicteas: this impersonal form is rare. It equals factas.

2. geit sí mé: "it startled me." geit is trans., biodg is intrans.

---

## 11. Báitéar óg a Bláca.

Fear ar dúitce an Blácaig a rinnig an t-amran.

I. 4. óran: *i.e.*, óran mór.

10. minor: *i.e.* Blake minor.

11. ba beag aige: not as much as he would require. Ba beag leis = he would think it too little.

II. 5. miotamas = mittamus. suimirean (?): Probably equal is uime sin.

7. ar a cuairt: "on a visit," lit. "on his visit."

III. 2. Luan Cásga: "Easter Monday."

IV. 11. dá sáinniugad: being cornered.

14. hionntuigeadh: when the impersonal form begins with a vowel, as here, an h is prefixed. But if nač, dá, &c., preceded the verb, an n would be prefixed. In the past tense nač would be followed by -ar h-.

15. čruinneadar a čnámhaí: "they picked his bones."

---

## 12. Seágan O Ciarbuban.

Cunónta ar a dúitče féin, tuas ag Sputair, a rinnig an t-amrán. Amrán ríog-brónac é.

I. 4. d'á lán: "to a lot of people."

7. mo díť: "my loss," "my sorrow."

IV. 2. is dá ťruag liom í: "I pity her twice as much."

V. 1. fada fairsing: two adjectives very often used together.

6. fuaigte le ór buide: ornamented (lit. sewn) with yellow gold.

VI. 7. Cnoc Meádа fágaim siar tú .i. go raib Cnoc Meáda ar deiread.

8. fiadač: an indeclinable noun; means "hunting."

## 13. Séamus Mac Giolla Dé.

'Séard a bí in Séamus Mac Giolla Dé duine uasal a bí ina ċomnuiḋe i gCorloċa i n-aice Baile an Róba. Gaeḋeal maiṫ a bí ann ⁊ bí sé go mór i bráḋar muintire na tíre i n-aimsir '98. Cailleaḋ é borrdáil is céad bliaḋain ó ṡoin, ⁊ fear ar a baile féin a rinnig an t-amrán.

I. 1. Corloċa .i. baile i n-aice Loċa Measga i gConndae Ṁuiġ Eo—gan pléisiúr, with any other verb except tá, gan in its adjectival use would, as a general rule, aspirate.

2. d'éag seisean Séamus óg: this use of seisean as a second nominative is not common; *cf.* d'éag sé an t-óigfear—Seágan Ó Ciarḋubáin.

5. Bí an troimeanntaċt i gclár a éadain: "the good nature was shining in his countenance."

10. i n-éifeaċt: "of good position."

11. ag aeḋear leis .i. ag siublóid, nó ag spaisdeoireaċt leis.

13. Groiḋe, *recte* gnaoi: "affection."

14. An méid . . . ṫréaṫraí: Those who were familiar with his good qualities.

16. Urraim faoi'n ċomair: "he is reverenced."

II. 3. Cailleaḋ é Dia hAoine .i. fuair sé bás Dia hAoine.

5. nár ṁeall an saoġal .i. nár ċuir sé a ṁuiníġin ar fad sa saoġal.

III. 14. 'Sé naċ dtug a ṫoil: "he did not agree."

IV. 5, 6. 'Sí a ḟoċraoid . . . réiḋ. Is breáġ an dá líne iad seo.

8. 'Na ḋéiḋ .i. ina ḋiaiḋ.

13. i dtom bun Leoṁain (Lioṁáin): "in a grove at the foot of an elm;" or i dtomba an Leoṁain, in the tomb of the elm.

14. Sgiub an bás go hóg é: "he died while young." Notice usage of adverb.

---

## 14. Sicíní Brigid Éamoinn.

Seo amrán greannṁar a rinnig fear ar Maġ Cuilinn faoi na "soupers" san áit sin. Bí an file ag caint i n-ainm an ṁadaiḋ mar ḋóiġ de, ag ráḋ go bfuiġeaḋ sé "port ó Government," dá n-iompuiġeaḋ sé ina Gall.

I. 5. ar faltanas: "with evil design."

7. gan aireaċtáil: without being felt.

8. An dáréag boiċt: dáréag, declined as a masculine noun 1st

decl., means "twelve," generally "twelve persons," from dá ḟear déag.

II. 1. Faoi leaṫtrom: "in distress."

3. Garanta, plu. of garda, a garden; d followed by t often becomes n.

III. 2. ná géilligiḋ: do not heed.

6. Cur ċogaiḋ: cur generally aspirates—cur ḟeaca, cur ḟneaċta, cur báisdiġe.

7. Críġ Loċlannaċ: Denmark.

IV. 4. Ní túisge: "no sooner;" has no positive.

V. 5. Acṁuinneaċ: having means or effects.

VI. 1. do na haifrinn: the -ib is not much used in dative of 1st declension nouns.

6. Balaċtáil duit tairis: "gain besides."

VII. 1. ag tabairt mo ṫurais: "making a pilgrimage (for religious purposes)."

5. baḋ leor duit: "it would be enough for you."

VIII. 4. Mar b'ionann sin .i. níor b'ionann sin

IX. 2. mo ċroċaḋ: "to hang me."

4. "De Loċlannaċ ar Éigipt": níor ṫarbáin sé seo go raib mórán tír-eolais ag an bfile.

7. Cailleaḋ leis an aicís í: "she died of a vexation."

8. Buaiḋeaḋ le Ó Conaill dliġe: "till O'Connell got a law passed."

---

## 15. 'Sé Fáṫ mo Ḃuaḋarṫa.

Is breáġ dear an t-aṁrán é seo, aċt ní ḃfuaireamar éantuairisg cia rinniġ é.

I. 1. cead cuarta: "leave to pay a visit."

2. a mbíonn: words denoting position are followed by eclipsed form of verb. Probably either ag or in is understood.

4. Faoi ḃláṫ: "in bloom." Observe use of faoi to denote condition.

8. An té a ḋéanfaḋ suas . . . : "if a person were to succeed in the affections of a fair sweetheart." Notice force of an té.

II. 1. ar sliaḃ: no aspiration after ar here.

2. a dtiġ: see note above on a mbíonn.

7. Láġaċ críonna: "wise enough." Láġaċ, adverbial.

III. 2. ag déanaṁ bróin: *cf.* Caisdín Ḃruadar, line 1.

5. ba binne liom uaim í: "I would think her voice when heard at a distance more melodious than . . ."

8. Láṁ i n-uaċtar: "the upper hand of," "supremacy."

Clainne Gaeḋeal: perhaps Clainnib Gaeḋeal. This word is always pronounced Clainne, not Clanna, as sometimes incorrectly written.

IV. 3. Is naċ bfuil tráṫnóna: compare above is go mb'ḟearr liom ó'n uair sin.

4. réalt eoluis: "guiding star."

6. duibċín croiḋe: "depression of spirits."

V. naċ bfuil maiṫ dom ann: "that it is in vain for me."

## 16. Aoḋ Ó Ruairc.

Duine uasal a bí i n-Ó Ruairc, ⁊ ní raib éan-Ġaeḋeal le fáġail a b'ḟearr ná é. Maruiġ Gall a bí ar leaṫ-ṡúil é ar maidin go moċ. Bean a bí i ngráḋ leis a rinniġ an t-amhrán. Ba dearbráṫair di-se Éamonn.

I. 4. Ní clú é . . . : "his death through a blind man is no credit."

5. An té a ṡiubail na cúig cuigí: "If a person were to walk the five provinces he would not find."

8. 'Sé mo ċruaiġ é do ṡraiṫ a beiṫ ar lár: "I grieve that you are laid low."

II. 2. Go dtóigtá ḋe láiṁ: "until you would take in hands."

The caol le caol does not follow regularly in verbal terminations.

III. 2. gan smál: "without a blemish." Gan adverbial.

4. Meas: "fruit."

7. ó cailleaḋ Ó Ruairc: cailleaḋ is commonly used in Connacht to mean "died."

8. An buaiḋ: buaiḋ is sometimes masculine and sometimes feminine. It is very often pronounced buaḋ.

## 17. An Fear Ceoil.

Fear óg a bí i ngráḋ le cailín, aċt faċtar dó gur mó an cion a bí aici ar ḟear eile. Níl fios cia ċum an t-amhrán, aċt tá baraṁail ag daoinib gur b'é an Suibneaċ a ċum é.

I. 2. tusa: the vocative of tú, used with imperative is same as accusative.

4. "a dtoġfaiḋ tú í." See note in "'Sé fáṫ mo ḃuaḋarṫa" or "a mbíonn."

5. Gan ṁairg, gan ḃrón: gan, adjectival. If gan were adverbial it would not aspirate the consonants following it, and the meaning would be altogether different.

II. 1. 'mo ḋiaiḋ sa tóir: "looking for me."

2. Is fad ó mo ḃrón! naċ ḃfaca mé í: "I did not see her, alas! for a long time." Is fada ó ċonnaic mé í, would mean, "I saw her a good while ago."

4. ar uair an ṁeaḋoin oiḋċe, sometimes incorrectly written uair na meaḋon oiḋċe, which would make meaḋon feminine.

III. 2. gur mairg a ḃeiṫ i ngeall . . . : "that is a bad thing to be depending for your life on a woman."

5. os cionn cláir: "overboard" (of a corpse).

IV. 1. dá mbuḋ gar dom dá innsean: "if it availed me to tell it." Is ní mó ná sin: "and no more."

níor samluiġeaḋ ariaṁ liom . . . : "it was never hinted to me."

V. 5. dá dtigeaḋ sé sa saoġal: "if it were to come to pass."

6. 'gós árd, pronounced, and sometimes written, i gcós árd.

## 18. Risteard Seoiġe.

Fear as an gCloiċ Ḃric (i n-aice Loċa Measga, i gConndae na Gaillṁe), ar cuireaḋ baránta air, a ḃí in Risteard Seoiġe. Dearḃráṫair dó a rinniġ an t-aṁrán.

I. 2. An Máṁ, áit i nDúiṫċe Ṡeoiġeaċ.

5. I n-am an ċruaḋtain: "in a hurried time."

II. 6. gan tionnaḃar ar a ṡúil: "without closing his eyes" [*cf.* tionnaḃraḋ, tionnaḃraim (Dinneen). O'R. has tionnur, evidently a phonetic Ulster spelling].

7. Ní ḟaca sé d'á ṡúiliḃ: "he never saw with his eyes."

8. Fáiṫrig (nó Fáirċe), baile i n-aice Loċa Measg, i gCo. na Gaillṁe; in Eng., Clonbur.

III. 5. An Ḟairrge Ċúaċta (lit. "the frozen sea"), the Polar Sea.

7. Tá mo ṡúil-sa leis . . . : "my hope is in."

## 19. An Gaiḃrín Bainne.

Ċonaiceamar aiṫris eile ar an aṁrán seo, naċ raiḃ bun ná barr leis, 7 níor ḃféidir éan-ṁeaḃair a ḃaint as, mar ḃí an ċainnt measgṫa trí na ċéile.

I. 1. Ar ċúl a ċinn: "on his back."

5. Is a liaċta lá: "many a day," "and so many days."

9. Bóín bainne: words in ín of modern derivation are same gender as noun from which they are derived, not all masculine, as sometimes stated.

12. Is fearrde : "she is the better of it."

14. Ḃaile is aspirated because it forms part of a proper name.

16. aṁgar, pron. angor.

II. 3. Ṡul, generally aspirated.

12. ag fáiteall: "providing for."

15. taoḃ léiṫe: "trusting to her."

III. 13. dá ḃfáġainn-se an ċruiṫneaċt curṫa: "if once the sowing of the wheat was completed."

14. muiltiḃ: dat. plural of muileann.

IV. 9. Luċt an ḟeasa: "wiseacres."

13. Aċt 'na ḋiaiḋ sin . . . : "even so, a fish in the full tide is not more tricky than is your mind when you are talking to another woman, and I all alone."

15. ag bean: bean is often used in dative instead of mnaoi.

---

## 20. Tomás Bán Mac Aoḋagáin.

I gConndae Muiġ Eo a ḃí Mac Aoḋagáin 'na ċóṁnuiḋe. Ḃí sé 'na Ġaeḋeal, ⁊ d'éaluiġ cailín ḋe ṁuinntir Stanley leis. Lean a haṫair í ⁊ rug sé orṫa, ⁊ ċuir sé Mac Aoḋagáin isteaċ i bpríosún. Ní raiḃ ceart ar biṫ le fáġail ag na Gaeḋil an t-am sin, ⁊ tligeaḋ 'un a ċroċta é. Aċt, má's fíor do'n sgéal, rinne sise an t-aṁrán seo do'n ċuirse ⁊ sgaoileaḋ amaċ é.

I. 1. ag dul . . . dom: "on my way from."

II. 3. Croċḟaiḋear = croċfar. This form in -faiḋear is very common.

4. Is gur mearsa liom tú: "I would rather you," = gur annsa liom tú.

III. 1. ná tóigiḋ orm é: "do not blame me for it"—*i.e.*, excuse me.

2. stóirín ġeal: stóirín is feminine from stór, *f.*, which is indeclinable, in this usage.

IV. 3. Ní tligfiḋear ann aċt beirt eicín: "only two will be condemned"; tligfiḋear = teilgfear.

4. mar tá: "viz."

V. 3. Mur bfuil ag grástaiḃ De: "unless God alone save you."

VI. 3. Ciaṗ ċáṡ ḋí . . . : "she would never mind your being sick."

VII. 1. gárḋa: gender variable, but generally feminine.

3. Cluain Aoiḋ is near Partry, Co. Mayo. Major O'Connell was from Newport (Baile Uí Ḃfiaċáin).

## 21. máirtín seoige.

Tomás Ḃreatnaċ as Baile an Tobair a ṡinniġ an t-amrán, ⁊ 'sé féin a ṫug dúinn é. Rinneaḋ é faoi ṁnaoi óig a ċuaiḋ amuġa i lúibinn ġleanna sléiḃe Ḃorḋáil is dá ḟiċeaḋ bliaḋain ó ṡoin. Ċuaiḋ Máirtín Seoige dá treoruġaḋ amaċ as an nġleann.

I. 1. ag árduġaḋ an ṁáma: "ascending the mám."

2. má ḃ'ḟíor dó féin: "as he thought."

II. 6. ag gol d'á súiliḃ: "crying their eyes out."

III. 5. i nglóṗtaiḃ: "in empty talk."

6. a ċuaiḋ i gcéin: "who travelled far."

V. 5. Casaḋ i dtreasgairt mé . . . : "I happened to come to grief through want of knowledge."

VII. 8. An Máimín: a mountain pass near Maam, Co. Galway.

## 22. an gaiḃrín donn.

I. 2. a ṫug buaḋ ar áille: "who won the palm for beauty."

3. fiġe na finne: "beauty was interwoven in her countenance."

5. mar an eala ar an snáṁ: "like the swan on the wave."

7. mar sgríoḃtaiḋe le peann: "as if written with a pen."

II. 7. faoi ṫuairim: "in the neighbourhood of," "in connection with."

8. deoṗ: in general this word is pronounced deoir in nom.

III. 3. Tá túr suiḋte aici: "she has right of sitting first."

7. ó uaisle gall: "from the foreign (English) nobles."

8. Ḃréaċṁuiġ, áit i n-aice Ċaisleáin a' Ḃarraiġ, i gConnḋae Ṁuiġ Eo.

## 23. án rábaire gabann.

Duḃairt an seanċaiḋe gur "Amrán Muiṁneaċ" a ḃí insan amrán seo, ⁊ duḃairt sé na focail glan-dísreaċ mar tá siad d'á laḃairt i gCúige Muṁan. Cuir i gcás "féideóige," "ragad," "amras," "suiseóige," ⁊c.

I. 8. Páḋraic na Féile: is dóċa gur b'é seo an gaḃa.

7. Is gaċ ceárd dá n-a raġad: "in every place in which I go."

9. Níor ṁór liom . . . do: "I would not begrudge him."

II. 1. rúin = rán: a spade.

2. folannaċ: strong, effective.

3. raon (raen) buille ord: *recte* rian buille uird.

5. siolla: a vibration, a note.

7. ag cantainn ar craoiḃ: "warbling on a branch."

9. Le labairt na fuiseoige . . . "it (the spade) would be tearing up the fields at the call of the lark."

III. 3. tá faḃairt ġlan de'n óige ann: "he has a clean tempering of youth in him."

6. bord: pronounced here to rhyme with daḃt.

7. ceárdaiḋe gan easmailt: "a tradesman without a defect."

8. 'un uird ġlain: the word introducing a verbal noun phrase is generally followed by the same case of the noun as it would be in its ordinary usage when no verbal noun followed. This rule however, is not strictly observed.

9. i n-eolus a ċeirde: "familiar with his trade."

## 24. Feiċín ó Laiḋe.

Fear a ċuaiḋ 'un na ceardċan ag feiċín le láiḋe a fáġail déanta, 7 ní raiḃ a luaċ aige. "Ó déanfaiḋ mé amrán dó ar ċuma ar biṫ," ar seisean. Rinne sé an t-amrán 7 fuair sé an láiḋe déanta.

I. 2. go bfeiciḋ mé liaṫ ṫú . . .: a common phrase for thanking.

3. Ainneoin t'ḟad siar uaim: "in spite of how far off from me you are."

II. 4. Ordlaiḋe, .i. fear a ḃíos ag bualaḋ an iarainn le ord mór.

4. ag tabairt cabair, properly, ag tabairt cabraċ.

III. 2. gabail fuinn: "singing."

3. Caor teinntiḋe: "the lightning spark," said of anything going very fast.

IV. 1. roṫa na glintiġeaċta: "perpetual motion." Luċt innṫleaċta: "inventors."

## 25. Aḃrán an Tlú.

Tomás Ó Caḋain a rinnig an t-amrán seo. Ḃí tlú aige le deasuġaḋ 7 ṫug sé é do Ṫomás Ṡeáġain Ḃreaṫnaiġ (an fear ar sgríoḃ na hamráin seo uaiḋ), le deis a ċur air, mar ḃí Tomás ina

ġaḃa. Ḋearuiġ Tomás Ḃreaṫnaiġ an clú ciḋ go mbaḋ doiliġ dó é, mar ḃí "miotal" ṫríd. Annsin rinniġ Tomás Ó Caḋain an t-aṁrán d'á ṁolaḋ.

I. 2. a raiḃ a ċáil faoi'n saoġal: "whose fame was world-wide." When the relative a is either in genitive or dative case it takes the eclipsed form of the verb.

5. goraḋ: "a heat"—*i.e.*, until the iron would be almost white.

6. smeaċ: "a tick," hence a "click spring."

II. 1. Naċ ait an ṁeaḃair . . . : "did not God endow the boy with great intelligence." Ġeall Dia ḋó . . . is used to express anything that is inherent as a natural quality.

8. na corcáin ḟraoiġ, nominative plurals of nouns ending in an unaspirated consonant aspirate the noun immediately following.

IV. 2. an dream a b'ardnósaiġe a ḃí sa tír: "the most respectable people in the country."

5. Láṁ ar ġunna: "a good hand at a gun;" *cf.* níl láṁ ar ġunna agam—(Míċeál Mac Suiḃne).

V. 8. go dtóigfeaḋ a stuaim é: "his handiness would rear him."

---

## 26. SINÉAD NÍ'AC A' ḂÁIRD.

Míċeál Ṁac Suiḃne a rinniġ an t-aṁrán seo. Ṫiar ag an gCladaċ Duḃ, i gConamara, a ḃí Sinéad Ní'ac a' Ḃáird 'na ċoṁnuiḋe.

I. 3. Binn Éadain: Howth Head.

4. baile cuain: a seaport.

5. céad seaic: in later Irish seaic appears to be indeclinable. See again Míċeál Ṁac Suiḃne, o. v., line 8.

8. 'Sí is binne meaḃair ṁéara: "she is most delightful in the expertness of her fingers."

II. 2. buaċaill óig: we have got buaċaill óg in two versions, but have changed óg to óig. The correct genitive of buaċaill is buaċalla.

5. Fear siamsa ná ḋéanta aṁrán: nouns followed by a verbal noun in genitive case cause the latter to be aspirated; *cf.* luċt ḃriste na hAoine; fear ṁarḃṫa na mílte.

10. is gile ċoṁċruinn: the comparative of the adjective aspirates the adjective following. See also Ḃiḋí ḋeas na bPéarlaí, III., 10.

III. 1. a stóirín fearaiḃ Éireann: O treasure of the men of Ireland.

3. a ḟeaḃas is ṁolfainn féin ṫú: "seeing how well I would praise you."

6. maṗ ıṗ mé bí oṗt aᵹ ṗéaċaınt: "for I above all others," &c.
IV. 7. níl níḋ aṗ bıt aᵹ ḋul uaıṫı: "nothing escapes her."
9. ıṗ uıṗtí ṫıᵹeaḋ buaıḋṗeaḋ; other versions: ıṗ uıṗtí bíoḋ aṗ nᵹluaıṗeaċt.

Seo ceaṫṗaṁa eıle a ṗuaıṗeamaṗ:

ıṗ ḋeıṗe í 'ná a cuıḋ éaḋaıᵹ;
ní ḋeıṗe ná a méın ṁaıṫ;
ıṗ ḋeaṗ é a cúılín péaṗlaċ,
  aᵹuṗ tá a héaḋan ᵹan ṗmál;
ıṗ ḋeaṗ é a bṗollaċ ᵹléıᵹeal
na cṗuınne cíċe ᵹéıṗe;
ıṗ ḋeaṗ é cláṗ a héaḋaın,
  aᵹuṗ tá an caoṗaċ 'na ᵹṗuaıḋ,
ó ıṗ aıcí bí na béaṗa;
níoṗ ṗmuaınıᵹ ṗí aṗiaṁ aṗ éın-ṗeaṗ;
ıṗ ḋoılıᵹ bean ḋ'á tṗéaṗṫaıb
  aṗ éan-ṗtaıḋ a ḋ'ṗáᵹaıl.
ᵹıḋ ᵹuṗ móṗ le ṗáḋ ṗa mbéaṗla,
Apollo, Juno ıṗ Ḃénuṗ,
ní hıaḋ ṗeo a ṫuᵹ an ċṗaob leobṫa,
  aċt an péaṗla Seni ḃáṗḋ.

ṗuaıṗeamaṗ aıṫṗıṗ eıle ḋe'n aṁṗán ṗeo ó ṫomáṗ ó ṁáılle aṗ ḋuıṗe ıolṗa ı n-aıce le Coıṗ loċa ı ᵹConnḋae ṁuıᵹ eo.

## 27. banaıs peıᵹí ní eáᵹṗa.

Seo aṁṗán cṗoıḋṫeaṁaıl a ṗınnıᵹ míċeál ṁac Suıbne ṗaoı banaıṗ a bí ı ᵹConamaṗa. ıṗ ḋóċaıḋe ᵹo ṗaıb an banaıṗ boċt ᵹo leoṗ, aċt ba ṁaıṫ leıṗ an Suıbneaċ a ċuṗ ı ᵹcéıll ᵹo ṗaıb 'ċuıle ṗuḋ aṗ a ṗeabaṗ aca. ḃeaḋ an t-aṁṗán maıṫ ᵹo leoṗ meıṗeaċ ᵹo bṗuıl an-ċuımṗe ṗocla béaṗla meaṗᵹṫa ıṗteaċ ṫṗíḋ. ó ṫıobóıḋ Seoıᵹe ı ᵹCuılleaċ ı n-aıce an lıonáın ı ᵹConnḋae na ᵹaıllıṁe a ṗuaıṗeamaṗ an t-aṁṗán ṗeo.

IV. 12. ṗṗeıṗ = leıṗ.

## 28. míċeál ṁac suıbne.

Seo aṁṗán a ṗınnıᵹ míċeál ṁac Suıbne ḋ'á ċáıneaḋ ṗéın. níoṗ aıṁḋıᵹ ṗé ᵹo ṗaıb ḋéantuṗ maıṫeaṗa aṗ bıt ann, aċt ᵹo ṗaıb ṗé aᵹ ᵹlacaḋ leıṗ an ṗaoᵹal ḋo ṗéıṗ maṗ ṫáınıc ṗé ċuıᵹe. níoṗ ṁaıṫ leıṗ ḋuıne aṗ bıt a ċuṗ amuḋa maṗ ḋubaıṗt ṗé ṗéın: "'S

óṗó, a ċailíní, rin ríor mo ṫréarṫa, tugaiḋ rpéir dom nó leigiḋ dó." Ir corṁaiṁl go raiḃ caint ṁór ar Newfoundland an t-am rin. Duḃairt an Suiḃneaċ go ngaḃraḋ ré ann meireaċ aċt go raiḃ ré ro-leirgeaṁail.

I. 2. go ceann ḟeaċt mbliaḋan: the genitive of numerals is aspirated when article is not used. bliaḋan is the gen. plu. of bliaḋain, which is used with numerals.

3. níl láṁ ar ġunna agam: "I am no marksman."

5. i n-úḋ a gearrṫa: "fit to be cut" = i n-an a gearrṫa.

6. dá gcáiṫtí an grάinne: "if the grain was winnowed with the west wind."

II. 3. bḟuil = mar a bḟuil = i n-éinḟeaċt le. The b in bḟuil is not aspirated.

5. b'ḟuruſda aiṫinte dóiḃ: "it was easy for them to know."

III. 6. ní leigfeaḋ an fuaċt dom: "the cold would not allow me."

V. 2. leigiḋ dó: "let ye let it alone."

4. mar ir dom féin tá a lear go deo: "as it is myself who shall always experience the evil effects of it."

---

## 29. IORRAS ḞLONNÁIN.

Seo aṁrán a rinnig an Suiḃneaċ ar a ḃeiṫ ag iarraiḋ lóirtín dó i n-Iorrar Ḟlonnáin, ⁊ ní raiḃ ré ag fáġail éan-lóirtín ó duine ar biṫ. Nuair a ḃí ré cinnte ar an lóirtín a ḟáġail, rinne ré an t-aṁrán.

I. 1. Iorrar Ḃeag: tá na h-áiteaċa reo i n-aice an Ċloċáin i gConamara. Tá Iorrar Ḟlonnáin 'na rgoiċ amaċ ra ḃfairrge ⁊ an ḟairrge ar gaċ éan-taoḃ di.

3. naċ raiḃ cóir: notice the negative form of attributive adjective.

II. 1. anoċt féin: "even to-night."

2. ba feárr: the f is not aspirated in this instance.

3. na mailiḋ gruaim: "of the frowning brows."

III. 1. dreaċ gann, "a hard-drawn, spare countenance."

4. a ġaḃail amaċ: "to turn him out."

IV. 2. cuairrge mná: "a vulgar, wicked woman."

3. Sgaoiliḋ ṫaraiḃ é ionann 'r naċ é tá ann: "let him pass as though it were not he." They would be afraid to openly insult him as he was a poet.

V. 2. Éaḃ, Eve.

3. Ir níor dóċaide dó imṫeaċt: "and it is not more likely that he would go."

